# Sceulta

# Ṁícil Uí Ṁuirġeasa ó'n Rinn.

Seumas Ó h-Eoċaḋa

(An Fear Mór),

do scríoḃ iad.

Iar n-a ċur amaċ ag

Coṁluċt Oideaċais na hÉireann,

i mBaile Áta Cliat.

# Do'n Léiġṫeóir.

Seo dá ċeann deug des na sceulta simpliḋe ḃíonn á innsint ag Micil ó Muirġeasa dos na scoláiri ṫagann go dtí Iol-Scol na Muṁan gaċ saṁraḋ. Tá siad lán de ġreann agus de ṁagaḋ, agus má ḃainid oiread gáire as an léiġṫeóir agus ḃainid as na daoine ḃíonn ag éisteaċt le Micil á n-innsint, beaḋ-sa lán t-sásta.

Tá sceulta fiannuiḋeaċta a ḃfuil caint ċruaiḋ ċasta ionnta ag Micil leis. B'féidir, le congnaṁ Dé, go ḃfuiġḃimís amas ar ċló do ċur orra lá éigint.

Tá Micil trí bliaḋna deug a's trí fiċid, agus ní fiú a ráḋ go ḃfuil aon Ḃeurla aige. Tá a ċlú agus a ċáil mar sceulaiḋe leaṫta ar fuaid na hÉireann. Gura fada buan in ár measc é ċun Gaeḋealg do leaṫaḋ agus gáire do ḃaint as luċt foġlumṫa na teangan.

An Fear Mór.

# Micil Féin.

D'réir úird Aibiġitir na teangan as ar fáisceaḋ é.

A—Aoiḃinn é a ṡeanċus,
B—Buaiḋ cuiṁne 's cabaireaċt',
C—Ceann-dána ceannasaċ, 'n a ċroiḋe
'gus 'n a ṁeóin;

D—Diaḋanta 'n a aigne,
E—Earáideaċ mar a ṫaitiġ sé,
F—Faoḃar 's faġairt 'n a laḃairt, agus
binneas 'n a ġlór;

G—Gleacuiḋe gaoisṁear gasta,
I—Iomadaṁail ar ċleasa,
L—Líoṁṫa ar a ṫeanga,
M—Méam dé'n t-sean-ṗór;

N—Nimneaċ le'n a naṁaid,
O—Oireaṁnaċ le'n a ċaraid,
P—Plámásaċ, gan ganguid,
R—Ríġ-Ġaeḋeal mar is cóir;

S—Sár-ḟear ar scéalta,
T—Tláṫ-laġ san mBéarla,
U—Uaṫḃás ceart ċun éiṫiġ, 's na
céadta ar a ṫóir.

"Mise annso agus fios agam,"

Liam Ó Míoḋaċáin.

# An Clár.


| | leaṫ. |
|---|---|
| Na Gaḃair ag Feuċaint ó Ṫuaiḋ ... | 5 |
| Sceul Ráṫa ó gCormaic ... | 12 |
| Sceul na Bó ... | 18 |
| An Luiċín Bán ... | 21 |
| Aonaċ na Carraige ... | 29 |
| Gaḃa na Ceardċan Deirge ... | 35 |
| Seán Ó Céilleaċáin ... | 39 |
| Réiltín an Earbaill ... | 44 |
| Donnċaḋ ó Urṁuṁa ... | 47 |
| I dTúis m'Óige... ... | 53 |
| An Pinginn is Aoirde ... | 61 |
| Éiriġ a Haṫa ... | 67 |
| Foclóirín ... | 72 |

# Na Gaḃair ag Feuċaint ó Ṫuaiḋ.

Nuair ḃíos in aois m' ḟiċid bliaḋan 'sé an áit a raiḃ cómnuiḋe orm ná ṫiar ag cor an ḃóṫair, an áit úd a ḃfuil an scoṫán aitinn ag iomrascáil le crann sceiċe gile le h-ais an t-sruṫáinín ceólṁar fíor-uisce atá ag deunaṁ síos ar an ḃfairrge. Ḃí tiġ beag deas agam agus acra talṁan de ṫalaṁ maiṫ. Is beag ċuirfiḋe ann ná tiocfaḋ, agus is beag ṫiocfaḋ ná cuirfiḋe. Ḃí roinnt cearc agus laċan agam, agus dá ġé a's gandal. Ḃí gabar agus asal agam, agus ḃí mé ag deunaṁ go h-ana-ṁaiṫ dom féin. Ḃinn laeṫeanta ag obair ar mo ṗáḋ agus laeṫeanta eile 'sa mbaile. Aċt an lá so ḃí mé ar mo ṁeranna, agus aduḃairt mé liom féin go mb' fearr dom dul siar feuċaint an ḃfuiġḃinn gearrċaile d'oirfeaḋ dom, mar ḃí an iomarca cúraim orm féin, agus ní ḃfuiġḃinn aireaċas a ṫaḃairt do gaċ aon rud. Ḃog mé liom ċun bóṫair agus ḃí mé ag imṫeaċt liom go dtí tuitim na h-oiḋċe. Casaḋ tiġ beag ceann tuiġe le h-ais an ḃóṫair orm, agus ċuaiḋ mé isteaċ. Ní raiḃ aoinneaċ istiġ aċt bean a' tiġe agus a h-inġean. Ḃeannaiġ mé dóiḃ agus ḃeannaiġ bean a' tiġe dom, agus aduḃairt sí liom suiḋe. Ṡuiḋ mé ar an gcaṫaoir agus do ḋearg mé mo ṗíopa. Ḃuail mé cos liom

in áirde ar an gcois eile, agus bhí mé ag caitheamh liom, acht bhí an t-súil go h-aibigh ar an gcailín i gcómhnuidhe agam.

"An bhfuil aoinneach eile 'na cómhnaidhe 'sa tigh seo acht sibh araon?" arsa mise.

"Níl duine eile go Dia acht an bheirt againn," arsa bean a' tighe. "An fear bocht bhí annso is fadó ghlaodhaigh Dia air."

"Agus an ingean duit an gearrchaile seo?" arsa mise.

"Ó'se, 'seadh, a dhearbhráthair," ar sí sin.

"Tá dealramh gearrchaile maith uirthi, Dia á beannachadh," arsa mé féin. "Bhfuil aon talamh ag gabháilt leis an tigh seo?"

"Níl, mhuise, oiread gus leagfainn mo chos air," arsa bean a' tighe.

"Baineann sé le dealramh go bhfuil an saoghal cruaidh go leór oraibh, agus dá bhfuighbhinn-se é bhogadh dhibh 'sé ba mhéinn liom," arsa mise.

D'innis mé do bhean a' tighe annsan, connus mar bhí, agus mhol sí dhom an ingean do phósadh, agus an bheirt aca tabhairt liom abhaile.

"B'féidir nár b'fhearr ar domhan é," arsa mise.

Shocruigheamar ar an áit sin dul go dtí an sagart, agus pósadh sinn an lá 'na dhiaidh sin.

I gcionn cúpla lá, nuair fuaireamar an rud beag troscáin bhí ag máthair mo chéile do bhailiughadh, tháinig an triúr againn amach chun mo thighe-se. Nuair chonnaic an t-sean-bhean gach aon rud bhí agam bhí sí an-shásta, agus dubhairt sí gurbh é Dia do chuir siar chúcha mé, "agus, a Bhrighid," ar sí sin, b'shin í ainm an ghearrchaile, "an lá do phós tú Micil righne tú do leas, mar níl de chompráid idir an dá áit, acht mar atá idir Aoine an Cheusta agus Lá Nodlag."

Ḃí an triúr againn an-ċompórdaṁail i dteannta a ċéile, gan aon ṗus ar aoinneaċ aċt gaċ duine againn mar a ċéile. Ḃínn féin ag obair ag tiġ an Ṗaoraiġ ḃí taoiḃ linn, agus tagainn aḃaile gaċ aon oiḋċe. Ḃíoḋ na mílte fáilte ag Ḃríġid agus ag an t-sean-ḃean roṁam. Aċt an oiḋċe seo ḃí an ḃeirt aca ar ċoṁ-liúiġ.

"Ó Dia lem' anam," arsa mé féin, "cad do ḃain díḃ a ċuigint, nó cad atá in ḃúr gcur ag liúiriġ mar seo?"

"Táim-se ag béiceaḋ," arsa Ḃríġid, "mar tá na gaḃair ag feuċaint ó ṫuaiḋ feaḋ an lae."

"Agus cad atá ort-sa go ḃfuilir ag béiceaḋ?" arsa mise leis an t-sean-ḃean.

"Eagla atá orm go dtiocfaiḋ an madra ruaḋ fé ḋéin na gcearc oiḋċe éigin, agus sinn in ár gcodlaḋ," ar sí sin, "agus go gcreaċfaiḋ sé sinn."

"Ṁuise, go dtuga Dia ciall díḃ," arsa mise, "mar go deiṁin, tá siḃ 'na práinn, má ḃí aon ḃeirt riaṁ 'na práinn."

Ní raiḃ aon ṁaiṫ dom ḃeiṫ leó. Ḃídís ag béiceaḋ roṁam gaċ aon oiḋċe. 'Sa deireaḋ do ḃris ar an ḃfoiḋne agam agus aduḃairt mé leó, mar a stadfaidís, go mbogfainn liom ċun bóṫair agus ná casfainn ar an mbaile go dteagṁóċainn le beirt óinseaċ nó beirt amadán ḃeaḋ ċoṁ dona leó.

Tráṫnóna an lae i mbáiriġ, ba é an sceul ceudna aca é, agus d'ḟág mé slán agus beannaċt aca agus d'imṫiġ mé liom ċun bóṫair. An ċeud tiġ a ndeaċaiḋ mé isteaċ ann tiġ táilliúra ba eaḋ é. Ḃí an táilliúir i lár a' tiġe. Ḃí bríste 'na láiṁ aige agus ḃí sé ag coimeád ḃásta an bríste oscailte. D'ḟeuċ mé féin timċeall, agus cad do ċíḋfinn aċt garsún in áirde ar ḟraġtaċa an tiġe. Do léim an garsún anuas

agus ċuaiḋ cois leis isteaċ 'sa ḃríste aċt ḃí an ċois eile leaṫ-is-amuiġ.

"Ní ḋeunfaiḋ sé an gnó," arsa an táilliúir, "caiṫfiḋ tú dul in áirde arís."

Ḃ'ait liom féin cad do ḃí ar siuḃal aca agus ċuir mé ceist ar an táilliúir.

"Tá mé ad' iarraḋ an ḃríste do ċuir ar an ngarsún so," ar seisean.

"'Dé ċúis ná cuireann tú an ḃríste air mar ċuireann gaċ aoinneaċ?" arsa mise, "cos an ċéad uair agus annsan an ċos eile?"

"Níor ċuimniġ mé riaṁ air," arsa an táilliúir, "agus go deiṁin táim an-ḃuiḋeaċ ḋíot de ċionn é do innsint dom. Ḃeiḋ fios agam connus ḃríste do ċur ar gaċ aoinneaċ feasta."

Ḃí mé féin sásta go raiḃ ḃeirt agam ċoṁ togṫa agus ḃíodar 'sa mbaile agam, aċt nuair ḃí mo ċos ar an mbóṫar duḃairt mé liom féin go raġainn tamall eile. Ní ró-ḟada ċuaiḋ mé nuair ċonnaic mé triúr ban le h-ais boṫáinín beag, agus saoṫar orra. Ḃeannaiġ mé ḋóiḃ agus ḃeannaiġeadar dom. D'ḟiafruiġ mé ḋíoḃ cad do ċuir an saoṫar orra.

"Ó'se," arsa duine aca, "táimíd marḃ ag an mbó so, ad' iarraiḋ í do ċur in áirde ar an tiġ, go n-íosfaḋ sí an sop féir atá ag teaċt le h-ais an t-simné."

"Nárḃ ḟusa ḋíḃ corrán d'ḟaġḃáil, agus an sop féir do ġearraḋ, agus é do ċaiṫeaṁ ar an talaṁ ċúiċi?"

"Ó'se, Dia linn! níor ċuiṁniġeamar riaṁ air." arsa siad san.

D'ḟág mé lá maiṫ aca, agus d'imṫiġ mé liom.

Ag dul suas árd an ḃóṫair dom ċonnaic mé sluaġ mór daoine ag obair le h-ais séipéil. Ḃ'ait liom

féin cad do ḃí ar siuḃal aca agus ċuaiḋ mé suas ċúca. Ḃí gróití, piocóidí, sluaiste, agus rámainne aca, agus gaċ aoinneaċ aca ar a ḋíċeall.

"Ḃail ó Ḋia ar an obair," arsa mise.

"Dia a's Muire ḋuit a's Pádraig," arsa siad san.

"Cad atá siḃ a ḋeunaṁ annso?" arsa mise.

"Táimíd ag aistriuġaḋ an t-séipéil ó's na neanntóga agus na feoċadáin atá ag fás annso taoiḃ leis," arsa siad san.

"Agus nárḃ fusa ḋíḃ na neanntóga agus na feoċadáin do aistriuġaḋ ná an séipéal?" arsa mise.

"Ó'se, níor ċuiṁniġeamar riaṁ air," arsa siad san.

Ag méaduġaḋ orm ḃí na h-amadáin agus na h-ónsaiġ agus aduḃairt mé liom féin go gcasfainn aḃaile. Ḃí an lá an-ḃrotallaċ agus ċuaiḋ mé isteaċ go dtí tiġ beag feirmeóra ṫeagṁaiġ orm. Ní raiḃ roṁam istiġ aċt bean.

"Ḃail ó Ḋia a's ó Ṁuire ort, a ḃean a' tiġe," arsa mise.

"Dia a's Muire a's Pádraig duit," arsa sí sin.

"Ní feadar an mbeaḋ aon deoċ agat, a ḃean a' tiġe?" arsa mise, "tá an-ṫart orm."

"Tá," arsa sí sin. "Cia aca b'fearr leat deoċ ḃainne, nó deoċ 'an uisce?"

"Is fearr liom deoċ ḃainne," arsa mise.

"Is dóċa, a ḟir ṁaiṫ, go ḃfuil tú tar éis teaċt i ḃfad ó ḃaile," ar sí sin.

"Táim tar éis teaċt ós na flaitis, a ḃean a' tiġe," arsa mise.

"Ó'se, Dia lem' anam" arsa sí sin, "síleamar ná fuiġḃeaḋ aoinneaċ teaċt ós na flaitis."

"Faiġeann fánaiḋ teaċt in aġaiḋ an seaċtṁaḋ bliaḋain," arsa mise.

"Muise, Dia linn," arsa sí sin, "is iongantach an sceul atá agat. Táim-se pósta an tarna h-uair. Ní feadar an mbeadh aon t-seans go bhfeicfeá an cheud fhear bhí agam? Fear breágh grádhmhar gaedhealach ba eadh é, agus b'fhearr liom é míle uair ná an pleidhce fir atá anois agam."

"'Dé an ainm bhí air?" arsa mise.

"Seán," ar sí sin.

"An gcreidfeá mé, a bhean a' tighe, gur i bhfochair a chéile a bhím-se agus Seán ag obair gach aon lá! Ag baint sceach atáimíd le dá mhí. Níor d'fhágadar luid den eudach in áirde orainn."

"Muise, Dia linn, má's mar sin atá an sceul is dócha go bhfuil Seán bocht i bpráinn culaith?"

"Ó'se go deimhin, geobhadh sé léi," arsa mise. "Ag dul a bhaile go dtí mo mhuintir féin atáim-se, fé dhéin roint rudaí atá uaim. Táimíd gan maith ag an mairt feóil geibhimíd gach aon lá, agus tabharfaimis aon airgead ar phiosa bágúin, mar is é is mó taithigheamar nuair bhíomar ar an saoghal so."

"Ó'se, Dia linn," arsa bean a' tighe, "athrúghadh indé is eadh d'itheamar an blúire déidheanach bhí sa mbairrle, acht má bheurfá leat cráin bhreágh reamhar atá annsan amuigh agam, tabharfainn tamall den chapall bán duit chun í bhreith leat."

"Beurfaidh mé muise," arsa mise, "agus is ar Sheán beidh an t-átas í d'fhagbháilt."

"Bhfuil aon táilliúirí in áirde agaibh?" ar sí sin.

"Tá, carn díobh," arsa mise.

"Tabharfaidh mé adhbhar culaith bhréide do Sheán duit, agus cúpla meascán ime, mar ba bhreágh leis i gcómhnuidhe an t-im a dheunfainn féin dó. Is dócha go mba mhaith leat an chráin beith galánta ag dul go dtí na flaithis?"

“Ba ṁaiṫ liom, ṁuise,” arsa mé féin. Fuair sí ḋá stoca duḃ agus ḋá stoca bán. Ċuir sí na stocaí duḃa ar a cosa deiriḋ, agus na stocaí bána ar a cosa tosaiġ, agus an bonet ḃíoḋ uirri féin Dia Doṁnaiġ ag dul go dtí an Aifreann, ċuir sí ar a cluasa í, agus ċeangail sí le ribín dearg síos fé ṁuinéal na cránaċ í. Ġaḃamar an capall bán annsan, agus ċuireamar an ċulaiṫ air. Ċuireamar an ċráin isteaċ sa ċrib, agus tug bean a' tiġe aḃḃar a culaiṫ agus an t-im dom, agus ḃog mé liom ċun bóṫair. Bóṫar fada díreaċ ba eaḋ é, agus nuair ḃí mé cúpla míle ón tiġ d'ḟeuċ mé siar, agus ċonnaic mé fear agus capall diallaite ag teaċt im ḋiaiḋ. Rioṫ sé liom ar an nómant, gurḃ é fear mná na cránaċ do ḃí ċugam. Ḃí mé gairid do iompóḋ an ḃóṫair. Nuair ḃí mé as raḋarc ḟir an ċapaill diallaite, ċuir mé an capall bán agus an t-ualaċ ḃí agam isteaċ i bpoll coiréil ḃí ar ṫaoḃ an ḃóṫair, agus rioṫ mé ṫar n-ais fiċe rámann nó mar sin. Ṡín mé ar ċnáṁ mo ċúil i ndíġ an ḃóṫair agus leig mé orm ḃeiṫ im' ċodlaḋ. Nuair do ṫáinig fear an ċapaill suas ṫáinig sé i leiṫ ċugam agus do labair sé liom.

“An bfeicfeá aon ġarsún a raiḃ capall bán agus crib aige ag gaḃáilt an ḃóṫair?” ar sé sin.

Ċimil mé féin mo ṡúile agus duḃairt mé leis gur anois díreaċ do imṫiġ sáilíní na cairte isteaċ ins na flaiṫis.

“Ó dar fiaḋ, ḃí an ceart ag an mbean, agus ós mar sin tá an sceul tá sé ċoṁ maiṫ dom casaḋ,” ar seisean.

Nuair fuair mé féin casta é, ṫug mé an capall bán agus m'ualaċ amaċ as an gcoiréal agus ṫáinig mé abaile go dtí mo ḋá óinseaċ agus ba ċuma leo cá raiḃ na gaḃair ag feuċaint ó ṡoin.

# Sceul Ráṫa Ó gCormaic.

Nuair ḃíos-sa ag teaċt ar ḃeiṫ ag caiteaṁ tobac ní raiḃ mórán airgid an lá san sa Rinn. Ríoṫ sé liom go mb'ḟearr dom m'aġaiḋ do taḃairt ar ḋúṫaiġ éigint eile, agus go Ráṫ Ó gCormaic is eaḋ ċuaiḋ mé. Ba é aimsir na bprátaí do ḃaint é. Is gairid ḃí mé im ṡeasaṁ ann nuair ṫáinig leiceaċán d'ḟear óg suas ċuġam.

"Ḃfuil tú in úil ar ṗrátaí do ḃaint?" ar seisean.

"Ní ḃeaḋ aon ġnó annso agam," arsa mise, "mara mbeinn."

"'Dé méid ḃeaḋ uait sa t-seaċtṁain?" ar sé sin.

"Ó'se, is beag san," arsa mise, "mar tá mé tar éis teaċt tamall ó ḃaile. Raġaiḋ mé leat ar deiċ scillinge agus mo ċoṫuġaḋ."

"Ní raġaiḋ tú," ar seisean, "aċt má's mait leat teaċt taḃarfaiḋ mé oċt scillinge duit."

Tar éis beagán cainte deineamar an margaḋ ar naoi scillinge.

"Siuḃail leat liom," ar seisean, "go n-ólfaiḋ tú deoċ."

D'imṫiġ mé leis agus d'ól mé dá deoċ uaiḋ, agus annsan ṫáinig sé amaċ liom go dtí ciosa an ḃaile ċun go ndíreóċaḋ sé mé ar an áit a raiḃ a tiġ.

"An ḃfeiceann tú an bóṫar san annsan?" ar seisean. "Imṫiġ leat an bóṫar san go ḃfeiceóċaiḋ tú cloċ ṁór sa díg ar ṫaoḃ do láiṁe deise, agus geata mór iarainn gairid dí. Imṫiġ leat síos an bóiṫrín sin agus ní ṫeagṁóċaiḋ aon tiġ leat ann aċt mo tiġ-se."

D'ḟág mé slán agus beannaċt ag an mbuaċaill agus d'imṫiġ mé liom.

Bí mé ag faire an-géur feuċaint an bfeiceóċainn an cloċ mór, agus an geata mór iarainn. Teagṁaigeadar liom timċeall míle go leit ón áit d'fág mé an buaċaill agus bí mé go h-ana-átastaṁail ar fad iad do feiscint, mar bí mé ag teaċt corta. Níorb' iongnaḋ mé beit corta mar bí mé tar éis oċt míle agus fiċe do ċuir díom an lá san.

D'oscail mé an geata agus d'imtig mé síos an bóitrín. Ar taob mo láiṁe deise tíos is eaḋ bí an tig, agus go deiṁin tig an-deas ba eaḋ é. Tig ceann tuige ba eaḋ é agus agaiḋ an duiris amaċ ar an maċa. Bí bairrle i lár an ṁaċa le h-agaiḋ uisce do tarraingt, agus go deiṁin do feuċ gaċ aon ruḋ go deas cruinn triopallaċ dom, agus adubairt mé liom féin gurb é Dia do ċuir ann mé agus go mbeaḋ mo ḋóitín airgid agam feasta ċun tobac do ċeannaċ.

Ċuaiḋ mé isteaċ agus beannaig mé d'fear a' tige.

"Dia a's Muire a's Pádraig duit," ar sé sin, "ar táinig tú i bfad?"

"Táim tar éis teaċt ón Sean-Pobal," arsa mise.

"Éist, a ṁic ó! Is dóċa go bfuil an áit sin i bfad as so," ar seisean.

"Tá sé timċeall dá ṁíle deug is fiċe," arsa mise.

"'Dé an ainm atá ort?" ar seisean.

"Micil Ó Muirgeasa ón Rinn tugann siad orm," arsa mise.

"Go mairiḋ tú t-ainm agus do sloinne," arsa fear an tige.

"Go mba haṁlaiḋ duit," arsa mise.

"Leag do ráṁan suas leis an bfalla annsan agus beir ar ċataoir agus tarraing aníos ċun na teineaḋ," ar seisean.

"Ar ṫug tú aon sceul nua leat ón áit sin?"

"Níor ṫug mé aon sceul a bfiú a ṡeanċas," arsa mise.

"B'féidir," ar sé sin, "ná beiṫeá i bfad mar sin."

Bíomar ag caint linn trí na ċéile, mé féin agus é féin, go dtí gur ṫáinig buaċaill a' tiġe. Seán bí ar an mbuaċaill.

"A Ṡeáin," arsa fear a' tiġe, "seo garsún ón Rinn ṫáinig go dtí sinn ċun beit in ár bfoċair ag baint prátaí an t-seaċtṁain seo ċugainn agus tá sé tar éis teaċt an-ḟada ó baile agus is dóċa go bfuil sé corta. Tá sé ċom mait ár suipéar do ċur ar an teine."

Ċom luat agus adubairt fear a' tiġe an caint, d'éirig an corcán agus ċuaiḋ sé ar an teine, gan aoinneaċ do baint cos ná láṁ leis. Ní raib sé ar an teine tar ċúig nómantaí nuair do éirig sé agus ċuaiḋ sé ar an mbórd. Ṫuit na prátaí amaċ as agus ċuaiḋ an corcán go dtí an drosún gan aoinneaċ do baint leis. Ṫáinig pláta mór gabáiste beirbṫe anuas ó ṁulla an tiġe agus d'éirig pláta mór feola aníos tríd an mbórd.

"Tar anuas ċun do ṡuipéir, a ḟir na Rinne," arsa fear a' tiġe.

"'Dé an ṁait dom dul síos," arsa mise, "dar ndóiġ, níl sé beirbṫe."

"Mara bfuil sé ċun do ṡásaiṁ ġeobaiḋ tú suipéar eile," arsa fear a' tiġe.

Rug mé ar an gcaṫaoir agus ċuaiḋ mé go dtí an mbórd agus ar bfallaing féin gurb é sin an suipéar bí go deas. Nuair bíomar go léir sásta ní feadar ná cár imtig an fuiġleaċ ná an bórd, aċt d'imtiġeadar mar a ṡlogfaḋ an talaṁ iad gan tásc gan tuairisc.

Adubairt mé im' aigne féin má ċasfainn ar an Rinn go brát go mbeaḋ sceul nua agam.

"A Ṡeáin," arsa fear an tiġe, leis an mbuaċaill, "tá sé ċoiṁ maiṫ ḋuit píosa coinnle agus an lantréir d'ḟágbáil mar teastuiġeann ón ngarsún so dul a ċodlaḋ. Teiġir agus teasbáin an leaba ḋó."

Fuair Seán an ċoinneal agus las sé í agus ċuir sé isteaċ sa lantréir í.

"Siubail leat anois, a ġarsúin," ar seisean, "go dteasbánfaiḋ mé do leaba ḋuit."

D'imṫiġ Seán roṁam-sa amaċ agus d'imṫiġ mise in a ḋiaiḋ. An tarna coiscéim ṫug mé leaṫ-is-muiġ ḋen doras síos i bpoll uisce ċuaiḋ mé agus ḃí mo ḋá ċois ṫíos in uisce go dtí mo ḋá ċromán. Nuair do ḋéininn iarraċt ar ċois liom do ṫarraing aníos ḃíoḋ an ċos eile ṫíos, agus ḃí barr na luaċra a ḃí ag fás sa ċurraċ im ċaoċaḋ. Ḃí gaċ aon liúiġ do ṁuir agus do ṫír agam, agus mé ag feuċaint im ḋiaiḋ agus roṁam, agus gan aon raḋarc agam ar an tiġ, ná ar Ṡeán, ná ar fear a' tiġe. 'Sa deireaḋ do ionntuiġ Seán an solas orm.

"Caḋ é an riaḃaċ atá iḋ ċoimeáḋ annsan?" arsa sé.

"Táim caillte agus ní feadar mé cá ḃfuilim," arsa mise.

"Tabair dom do láṁ," arsa Seán, "go dtarraingeóċaiḋ mé aníos as san tú."

Ṫug mé mo láṁ ḋó agus ṫarraing sé aníos mé as an áit a raiḃ mé im ṡeasaṁ, agus ċuamar araon isteaċ go dtí tiġ an ċoḋlata. Nuair do ċuamar isteaċ ṫar an doras ċrom mé síos ag feuċaint ar mo ḃróga, agus ní raiḃ pioc ḋíom fliuċ ná salaċ.

"Ó Dia lem' anam," arsa mise, "ní ḟeadar mé cá raiḃ mé ag dul im ḃascaḋ."

"Éist," arsa an buaċaill, "meaḃrán éigin do ḃí in do ċeann. Sin í annsan do leaba, agus nuair ḃeiḋ tú istiġ innte múċ an snaiḃín coinnle, mar níl'im-se ag dul a ċodlaḋ go dtí ar ball. Caitfiḋ mé feuċaint ar na beiṫiḋiġ agus sop ṫabairt dóiḃ."

D'imṫiġ sé leis annsan, agus ḋún sé an doras in a ḋiaiḋ. Ċuaiḋ mé féin go dtí an leaba agus ḃain mé ḋíom mo ḃróga, agus aduḃairt mé dó nó trí ṗaidreaċa. Níor ċuaiḋ mé ró-ḟada orra mar ḃí mé ró-ċorṫa. Ḃain mé ḋíom mo ċuid euḋaiġ annsan, agus ċuaiḋ mé sa leaba. Ṁúċ mé an ċoinneal agus ba ġairid gur ṫuit néal beag coḋlata orm. Níor ḃfada dom gur airiġ mé an tiġ ag crioṫ. Ṡíl mé gur tóirneaċ ḃí ann aċt ba ġairid gur airiġ mé an doras á ċur isteaċ. Ḃí ḟios agam ar an nómant gur tarḃ ḃí ċugam.

"Ó Dia lem' anam," arsa mise, "pé mar do rigne mé riaṁ tá an donas anoċt orm."

Ar éigin ḃí an focal as mo ḃeul nuair ḃuail an tarḃ a dá aḋarc fé'n leaba agus ċaiṫ sé soir, siar, agus ó deas mé féin agus an leaba. Dá ṁéid de ḃúiṫre ḃí ag an tarḃ is mó de liúiriġ agus de scréaċaiḋ ḃí agam féin. 'Sa ċaiṫeaṁ ḃain sé asam ṡíl mé go raiḃ mé leaṫ-sliġe in áirde go dtí na scamaill, aċt le ceaduġaḋ Dé, ag teaċt anuas dom fuair mé mo láiṁ do leagaint ar ċipín soluis, agus ċimil mé an cipín do ċnaiste na leabṫan, agus las sé, agus las mé an snaiḃín coinnle ḃí agam. D'ḟeuċ mé ṫimċeall orm féin. Ní raiḃ tarḃ ná bó le feiscint agus ḃí an doras dúnta. Ṡín mé siar ar an leaba arís, agus má ḃí scannraḋ nó sceiṁleaḋ ar aoinneaċ riaṁ is orm-sa ḃí sé.

"Ó'se, Dia lem' anam, cad é an mí-áḋ ṡeól annso

mé," arsa mise, "nó ní feadar mé an orm féin nó ar an tiġ atá an rí-rá so!"

Ċun ná beaḋ an snaiḃín go léir dóiġte, ṁúċ mé í, aċt níorḃ é mo ḋearṁad na cipíní soluis do leagaint taoiḃ liom. D'iarr mé ar Ḋia annsan gan leigint d'aon rud teaċt ċuġam, ċuirfeaḋ mo ċodlaḋ amuḋa orm go dtí maidean. Ḋún mé mo ṡúile, aċt is gairid ḃíodar dúnta agam nuair do airiġ mé glór cruite an ċapaill ag teaċt ag árd-riam. Ċuir sé an doras isteaċ agus ṫáinig sé de léim isteaċ sa leaba a raiḃ mé féin innte. Ḃí dá ċois leis ar an taoḃ istiġ díom, agus an dá ċois eile ar an taoḃ-is-muiġ díom agus mise im' luiġe idir a ċeiṫre cosa agus a ṗus leagṫa anuas ar mo ċluais. Ḃí mé annsan sínte agus gan cead agam corraiġe anonn ná anall, aċt mé in deireaḋ m'anma le neart scannraḋ. Ḃí mé ad' iarraiḋ mo láṁ do ṫarraingt aníos feuċaint an ḃfuiġḃinn teaċt ar na cipíní agus ba ṫoil le Dia go ḃfuair mé mo láṁ do leagaint orra sa deireaḋ. Ċnag mé ceann aca ar an ḃfalla. D'ḟeuċ mé ṫimċeall orm féin aċt ní raiḃ capall ná searraċ sa leaba.

"Tá buaiḋte ag sceul na h-oiḋċe seo ar a ḃfaca mé riaṁ," arsa mise liom féin. "Pé rud is cor don ḃuaċaill, ní ṁúċfad-sa an ċoinneal a ṫuilleaḋ."

Ar éigin ḃí na focail as mo ḃeul nuair do ḃuail an buaċaill isteaċ ċuġam.

"Nár ṫuit do ċodlaḋ fós ort, a ḟir na Rinne?" ar seisean.

"Muise, i mbasa, níor ṫuit, a ṁic ó," arsa mise, "mar is agam-sa tá an oiḋċe ṁí-áḋṁarac ón uair do imṫiġ tusa uaim."

"Cad do ḃain duit?" ar seisean.

"Ḃeiḋ mé á ṡeanċas duit ar maidin," arsa mise.

"Ní beaḋ na trioblóidí móra sin in do ċeann,"

ar seisean, "dá mbeaḋ aon sceul nua agat d'ḟear an tiġe nuair ṫáinig tú um ṫráṫnóna."

"Is cuma liom anois," arsa mise, "aċt nár leigiḋ Dia go mbeaḋ a leiṫéid d'oiḋċe go bráṫ arís agam, agus ní túisce ġealḟaiḋ an ṁaidean ná go n-imṫeóċaiḋ mé liom ón áit ṁí-áḋṁaraċ so."

"Éist, anois, a Ṁícil," arsa an buaċaill. "Níor iṫ na cait an bliaḋain fós, agus pé faid ṫabarfaiḋ tusa 'sa tiġ seo, ní ḋeunfaiḋ fear a' tiġe ná aoinneaċ eile aon imirt ort feasta."

Ċodluiġeamar go sáṁ as san go maidin, agus níor ċuir dada go Dia isteaċ ná amaċ orainn. Níor ġlaoḋaiġ Seán orm féineaċ go raiḃ mo ḃreascast i gcóir. Ṫug mé bliaḋain go leiṫ sa tiġ sin agus sé tiġ do b'ḟearr a raiḃ mé ó ṡoin ann é. I gcionn na h-aimsire sin, ġlaoḋaiġ fear a' tiġe orm lá, agus aduḃairt sé go raiḃ an-ċaṫuġaḋ air gan gnó ḃeiṫ aige níos sia ḋíom. Ḋíol sé amaċ annsan mé. Eaċtra an leaḃar airgid ṫug sé ḋom. D'ḟágamar slán ag á ċéile go buiḋeaċ beannaċtaċ, agus ní raiḃ mé in Ráṫ ó gCormaic riaṁ ó ṡoin.

# Sceul na Bó.

Ḃí lánaṁa pósta ann tamall de ḃliaḋanta ó ṡoin. Seán agus Máire dob' ainm dóiḃ. Ḃí lá an ċíosa ag glaoḋaċ orra, agus gan dada aca ċun é do ḋíol, mara ndíolfaidís an t-aon ḃóin aṁáin bí aca. Ḃí lá an aonaiġ ag teaċt, agus aduḃairt Máire go raiḃ sé ċoṁ maiṫ aca an bó do ḋíol.

"Tá go maiṫ," arsa Seán, "raġaiḋ mé go dtí an aonaċ léi."

Nuair ṫáinig lá an aonaiġ ċuir Seán é féin i gcóir

agus ḃog sé ċun bóṫair, é féin agus an ḃó. Le linn dul amaċ as an maċa ḋóiḃ, ċaiṫ Máire sean-ḃróg leó, agus aduḃairt sí gur airiġ sí riaṁ go mbíonn an t-áḋ leis an t-sean-ḃróig.

Ḃí an ḃóín go deas ag Seán, agus is gairid ḃí sé ar an aonaċ nuair ṫáinig ceannaiġṫeóir i leiṫ ċuige.

“Cad atá tú ag lorg ar an mbóín sin agat?” ar seisean.

“Níl agam,” arsa Seán, “aċt aon ḟocal aṁáin, tóg nó fág, ḋá ṗúnt deug.”

Nuair ċonnaic an ceannaiġṫeóir go raiḃ margaḋ sa mbó aige ṫug sé ḋó an ḋá ṗúnt deug uirri, agus d'iarr sé ar Ṡeán í ċoimeáḋ ar feaḋ uair a ċluig, mar ḃí beagáinín gnó le deunaṁ aige ṫíos ag Cé Ċóiḋí.

Is gairid ḃí sé imṫiġṫe nuair ṫáinig ceannaiġṫeóir eile ċuige.

“Cad atá tú ag lorg ar an mbó?” arsa an tarna ceannaiġṫeóir.

“Níl agam,” arsa Seán, “aċt aon ḟocal aṁáin, tóg nó fág, ḋá ṗúnt deug.”

Ḋíol sé amaċ ar an áit sin ḋá ṗúnt deug leis, agus d'iarr sé ar Ṡeán í ċoimeáḋ go ceann leaṫ-uair a ċluig, mar go raiḃ gnó siar go dtí an mḂriúiri aige. Aduḃairt Seán go gcoimeádfaḋ, agus fáilte.

Ba ġairid go dtáinig bean aníos ċuige. “Dia ḋuit,” arsa an ḃean.

“Dia a's Muire ḋuit a's Pádraig,” arsa Seán.

“Cad ḃeiḋ mé a taḃairt duit ar an mbóín sin agat?” arsa an ḃean.

“Níl agam,” arsa Seán, “aċt aon ḟocal aṁáin, tóg nó fág, ḋá ṗúnt deug.”

“Geoḃaiḋ tú é sin,” arsa an ḃean, ag tarraing sparáin ṁóir fada aníos as a brollaċ.

Díol sí Seán ar an áit sin, agus d'iarr sí air an ḃóin do ċoimeád dí ar feaḋ tamaillín go raiḃ beagáinín gnó aici síos ag tiġ Ḋoṁnaill Uí Ḟearċair.

Ḃa ġairid gur ṫáinig an ċeud ċeannaiġṫeóir do ċeannaiġ an ḃó.

"Síl mé ná beinn a ḟaid imṫiġṫe uait," ar sé sin.

"Tá tú luaṫ go leór," arsa Seán.

Siar ḃí a ṫriall aḃaile. D'ḟág sé lá maiṫ ag Seán, agus d'imṫiġ sé leis, é féin agus an ḃó. Cia ḃeaḋ ag gaḃáilt aniar aċt an tarna ceannaiġṫeóir.

Ċuir sé a ḃata in áirde.

"Cá ḃfuil tú ag dul lem' ḃó ?" arsa sé sin.

"Táim á breiṫ aḃaile," arsa an fear ḃí á cur siar. "Ċeannaiġ mé ó ċianaiḃ í ar dá ṗúnt deug."

"Ní tusa a ċeannaiġ í aċt mise," arsa an fear ḃí ag gaḃáilt aniar, "agus mo ċroiḋe ó'n riaḃaċ má leigim-se duit í do ḃreiṫ leat."

Luiġeadar ċun a ċéile ar an áit sin. Ḃailiġ an t-aonaċ go léir timċeall orra.

I lár an aċrainn cia ḃeaḋ ag gaḃáilt aníos de ċúinne an ḃainnc ná an ḃean.

"Ó Dia lem' anam," arsa sí sin, "ní ḟeadar cad atá ar gaċ aoinneaċ ag riot?"

D'innis duine éigin dí gur dá ċeannuiġṫeóir a ḃí ag baint bó do na ċéile. Nuair do ḋruid sí aníos ṫug sí fé ndeara gurḃ í a bó féin ḃí 'san aċrann. Ceann de ċlócaí ḋen t-sean-aimsir ḃí uirri. Do ḟill sí in áirde dá ċúinne an ċlóca ar a dá cuisle agus ċrom sí ar ċloċa ḃí leatta ar an t-sráid. Ṫóg sí dá laḋar aca agus ċrom sí á gcaiṫeaṁ. Ní raiḃ sí ag tógaint aon ṁarc d'aon ruḋ aċt ag caiṫeaṁ léi ar a díċeall. Ṁill sí ceuḋ duine, agus ḃris sí fuinneóg agus fiċe. Caiṫeaḋ fios do ċuir ar na piléiri feuċaint an ḃfuiġḃidís an t-síoṫċáin do

ḋeunaṁ. Ṫángadar, agus an t-oifigeaċ leó. Do labair an t-oifigeaċ.

"Ḃfuil an fear do ḋíol an bó ar an aonaċ?" ar seisean.

"Táim annso, a ḋuine uasail," arsa Seán, ag cur a láiṁe in áirde.

"'Dé cúis," arsa an t-oifigeaċ, "go bfuil siad so ag marḃuġaḋ a ċéile mar ġeall ar do bó-sa?"

"Ní ḟeadar mé," arsa Seán, "aċt is aṁlaiḋ atá siad naċ ad' iarraiḋ mo ḃóin do ḃaint ḋíom ḋem' aiṁḋeóin nuair ċíonn siad aosta lag mé."

"Imtiġ leat abaile," arsa an t-oifigeaċ, "tú féin agus do ṡíabra bó. Feuċ 'dé an ḋíoġḃáil atá ḋeunta ar an mbaile seo inḋiu agaiḃ!"

"Haba abaile, haba abaile," arsa Seán, agus d'imtiġ sé leis, é féin agus a ḃóin.

Ḃí Máire in a seasaṁ ag an leaṫ-doras roiṁe agus a ḋá h-uillinn leagṫa ar a barra.

"Ó'se Dia le m'anam, a Ṡeáin," ar sí sin, "nár ḋíol tú an bó?"

"Leig dom féin anois, go dtí ar ball," arsa Seán, "agus bí ag faġḃáilt mo ḋinnéir dom."

Ċuir sé isteaċ an ḃóin agus ṫug sé sop ḋí.

"Ná cuir aon ċaint orm, a Ṁáire," ar seisean, "go mbeiḋ mo ḋinnéar ite agam, agus annsan inneósaiḋ mé gaċ aon ruḋ duit."

B'ḟada le Máire go raiḃ Seán réiḋ, mar ní ḟeadar sí cad é an sceul ḃí aige ḋí, agus ḃí eagla a croiḋe uirri ná beaḋ an cíos aca do'n ṁáiġistir. Fé ḋeireaḋ do labair Seán, agus aduḃairt sé le Máire suiḋe ós a ċoinne amaċ, agus go inneósaḋ sé ḋí cad ba ċor ḋó ag an aonaċ.

"Ḋíol mé an bó," ar seisean, "le triúr. agus tá

sé púint deug is fiche in mo póca agam, agus tá an bó agam in a fochair sin."

"Muise, a Seáin, a mhaoineach, ba mhaith í caitheamh na bróige ar maidin."

"Ba maith," arsa Seán, "acht 'sé an t-eagla atá anois orm, go gcuirfid siad an dlighe orm, agus go ndíolfaidh mé as go dóighte."

"Tá sé an-dian nó cuirfid," arsa Máire, "agus 'sí mo chomhairle-se duit, ná dul go dtí túrnae i mbáireach agus an sceul go léir do innsint dó. Abair leis annsan go bhfuil tú sásta ar deich bpúint do thabhairt dó má bhuaidheann sé duit, acht ná beidh aon leath-pingne le fagháil aige mar a mbuaidheann."

"Tá go maith," arsa Seán, "Ragad i mbáireach."

Chuaidh Seán go dtí an túrnae maidin lá ar na báireach agus d'innis sé an fírinne dó ó thosach go deireadh.

"Tá sé dian nó crochfar tú," arsa an túrnae, "acht mar sin féin, deunfaidh mé mo dhícheall duit. An ar an mbóthar bhíodh an bó agat?"

"'Sead muise, bobtaí," arsa Seán.

"An mbíodh aon port, nó amhrán agat nuair bhíteá á h-aodhaireacht?"

"'Sé an port ba ghnáthaidhe liom beith im' beul," arsa Seán, ná,

"San teaba dilí aba deaba, deaba,
San teaba dilí aba deaba dí.
San teaba dilí aba deaba deaba,
San teaba dilí aba deaba dí."

"Deunfaidh san an gnó go h-álainn," arsa an túrnae. "Aon duine fiafróchaidh daba díot lá na cúirte, imir é sin dó."

"Tá go maith," arsa Seán.

Nuair tháinig an lá, chuadar go léir go dtí an chúirt.

Ḃa í cúis Ṡeáin an ċeud ċúis do ṫriallaḋ. D'ḟiafruiġ an breiṫeaṁ de ar ċeannaiġ an fear san (.i. an ċeud ċeannaiġṫeóir) an ḃó uaiḋ maidin lae an aonaiġ.

"San teaḃa dilí aḃa deaḃa deaḃa,
San teaḃa dilí aḃa deaḃa dí," arsa Seán.

D'ḟiafruiġ an breiṫeaṁ de ar ċeannaiġ an tanna fear an ḃó uaiḋ maidin lae an aonaiġ. Ḃa é an freagra ceudna ḃí ag Seán. D'ḟiafruiġ an breiṫeaṁ de annsan, ar ċeannaiġ an ḃean an ḃó uaiḋ maidin lae an aonaiġ.

"San teaḃa dilí aḃa deaḃa deaḃa
San teaḃa dilí aḃa deaḃa dí," arsa Seán.

"Tioṁáin leat aḃaile, ná feiceann a ḃfuil istiġ 'sa ċúirt gur amadán tú," arsa an breiṫeaṁ.

"Sliġe amaċ, a ḋaoine," arsa Seán, agus ṫug sé a aġaiḋ ar an dorus.

Is gairid suas ó ġeata na cúirte ḃí sé nuair do lean an túrnae é.

"A Ṡeáin," arsa an túrnae, "nár ṁaiṫ í mo ċoṁairle?"

"San teaḃa dilí aḃa deaḃa deaḃa
San teaḃa dilí aḃa deaḃa dí," arsa Seán.

"Ó dar fiaḋ, éist," arsa an túrnae, "ná fuil an ċúis pléiḋte, agus taḃair dom mo ḋeiċ bpúint."

"San teaḃa dilí aḃa deaḃa deaḃa
San teaḃa dilí aḃa deaḃa dí," arsa Seán,

agus ḃog sé ċun bóṫair aḃaile do féin.

# An Luiċín Bán.

Lánaṁa do ḃí ann tamall de ḃliaḋanta ó ṡoin, agus ḃí aon inġean aṁáin aca. Do laḃair an guṫ an oiḋċe seo agus 'sé rud aduḃairt sé aċt go gcaiṫfiḋe an gearrċaile do ċur isteaċ i gcaisleán go ceann seaċt mbliaḋna gan aon ṗioc de ṡolus an lae, ná na gréine do ṫeasbáint di, nó má ṫeasbánfaiḋe go n-ionntóċaḋ sí 'na luiċín bán, agus ná raiḃ an draoiḋeaċt san le n-imṫeaċt di go mbainfeaḋ sí trí ġáire as triúr ban leasa.

Cuireaḋ isteaċ i gcaisleán í agus banaltra ag taḃairt aireaċais di. Lá des na laeṫeanta ḃí an ḃanaltra ag dul go dtí an tobar fé ḋéin cróca uisce, agus níor ċuiṁniġ sí ar an doras do ḋúnaḋ 'na diaiḋ. Nuair ċas sí ó'n tobar ḃí an gearrċaile ionntaiġṫe 'na luiċín bán. D'ḟan a guṫ agus a caint féin i gcóṁnuiḋe aici, agus ba ḃreáġṫa an ceol ḃí aici ná an ceól síḋe féin. Ḃí a dóiṫin le n-iṫe agus a ceart le codlaḋ aici agus ḃí an saoġal ar a toil aici istiġ 'sa ċaisleán.

Ḃí fiaḋaċ ag gaḃáilt leaṫ-is-muiġ an lá so, agus ḃí mac ríoġ 'sa ḃfiaḋaċ. D'airiġ sé an ceol ba ḋeise do airiġ aoinneaċ in a ḋá ċluais riaṁ istiġ 'sa ċaisleán. Ċuir sé fé ḋraoiḋeaċt é, agus ġaiḃ sé mar ġeasa air féin, má's i gceann mná ḃí an ceól do airiġ sé, ná pósfaḋ sé aon ḃean eile aċt í sin. Ċuaiḋ sé go dtí doras an ċaisleáin. Ḃuail sé ag an doras. Ṫáinig an ḃanaltra agus d'oscail sí do. D'ḟiafraiġ sé ḋí an raiḃ aoinneaċ eile sa ċaisleán aċt í féin. D'innis an ḃanaltra dó mar ḃí.

“ 'Sé cúis a ḃfuil mé naċ ġaiḃ mé mar ġeasa orm

féin má's i gceann mná ḃí an ceol d'airiġ mé gan aon ḃean eile ḃeiṫ pósta agam aċt í," ar sé sin.

Tar éis do ḃeiṫ ar a ṁaranna ar feaḋ scaiṫim aduḃairt sé ná raġaḋ sé indiaiḋ a ḟocail. Pósaḋ é ḟéin agus an Luiċín Ḃán le na ċéile. Uaireanta ḃíoḋ sé an-ṫrí-na-ċéile agus ḃíoḋ an-ċompórd air uaireanta eile.

I gcionn oċt nó naoi ṡeaċtṁaini indiaiḋ an pósta, aduḃairt sé le n-a ḃean go gcaiṫfeaḋ sé dul aḃaile feuċaint a aṫar is a ṁáṫar.

"Is fadó ba ċeart duit san a ḋeunaṁ," arsa an Luiċín Ḃán.

Ḃí an-ḟáilte ag a aṫair agus a ṁáṫair roiṁe, mar ṡíleadar gurb aṁlaiḋ ḃain rud éigin dó, nuair nár ċas sé níos túisce.

"B'ḟéidir," arsa an t-aṫair leis, "gurb é an rud ceudna do riġne do ḃeirt dearḃráṫar do riġne tusa. Pósadar san gan cead a n-aṫar ná a máṫar."

"'Sé ṁuise," arsa sé sin, "tá mé pósta le naoi seaċtṁaine."

"Níl aon díoġḃáil annsan," arsa an t-aṫair, "má tá bean ṁaiṫ agat. Is gairid ṁairfiḋ mise anois, mar tá mé aosta lag. Táim ċun sceul do ċur go dtí do ḃeirt dearḃráṫar ċun iarraiḋ ar a mbeirt ban léine a ḋeunaṁ dom ċíḋfiḋ mé orm fá do ḟágfaiḋ mé an saoġal so, agus táim ag taḃairt an ċuireaḋ ċeudna duit-se, agus pé aca de'n triúr ban is deise ḋeunfaiḋ léine dom, sé a fear súd ġeoḃaiḋ trian mo ċoda."

Nuair táinig an prionnsa aḃaile d'ḟiafruiġ a ḃean de connus ḃí a ṁuintir.

"Ó, tá siad go h-an-ṁaiṫ," ar sé sin, "aċt a leiṫéid seo, ḃí m'aṫair a ráḋ liom, agus go ḃfóiriḋ Dia

orm-sa cad do deunfaid mé, níl aoinneac agam deunfad léine dom."

"Bíod misneac agat," ar sí sin, "nár d'airig tú riam go mbíonn cabair Dé ar bótar?"

Brúig sé fé com mait agus do feud sé go dtí gur táinig an maidean a raib sé cun dul go dtí tig a atar D'éirig a bean go doc agus d'ullmuig sí a breascast dó. Nuair bí gac aon rud i gcóir cuaid sí go dtí é agus dubairt sí leis éirige.

"'Dé an mait dom-sa éirige?" ar seisean, "níl dada agam a beurfaid mé liom."

"Éirig, pé ar doman de," ar sise, "agus dar ndóig, ní fios cá mbead do tógaint."

Do rigne sé a comairle agus do léirig sé é féin cun bótair. Nuair bí sé cun bogad an doras amac: "Beir leat an páipéar sin ar an bfuinneóig," ar sí sin leis, "agus ná h-oscail é go mbeid an beirt eile tar éis na léintreaca beid aca teasbáint."

D'imtig sé leis agus bí an beirt dearbrátar roime. An léine do rigne bean an ceud dearbrátar do pós, sin í do osclad an ceud uair. An léine do rigne bean an tarna dearbrátar, 'sí do osclad an tarna h-uair agus ba í léine do rigne an Luicín Bán an léine déideanac do osclad, agus tug sí an craob léi ó aon léine do rignead riam. Bí dat cleite do gac aon eun bí fé'n spéir 'sa léine sin. Nuair connaic an t-atair í, is beag nár bain sí radarc na súl de, áilneact agus a deiseact bí sí.

"Agat-sa," arsa sé, "atá an bean is fearr des na mná. Tá trian mo coda le fagbáil agat-sa agus ag do bean indiu. Agus ó's rud é go bfuil mo ré-se ar an saogal so lám le beit caitte, ba mait liom a rád lib fé n-imteócaid sib indiu, go gcaitfid gac aoin-

neaċ agaiḃ a ḃean féin do ṫabairt im' Lúċir-se a leiṫéid seo lá, agus pé bean den triúr ban is fearr ċaoinfiḋ mise, is aici sin agus ag a fear ḃeiḋ mo ċuid go léir.”

Do ḋuiḃ a's do ṫeann ar fear an Luiċín Ḃáin aċt níor leig sé dada air. Is é ḃí go cráiḋte ag bogaḋ ċun bóṫair. Ag dul aḃaile dó ḃí sé ar a ṁearanna feuċaint cad do ḋeunfaḋ sé, agus gan aige mar ḃean, aċt luċ.

Nuair ḃuail sé isteaċ go dtí tiġ a ṁná, ċuir sí na tuarṫa fáilte roiṁe, agus d'fiafruiġ sí ḋe connus do ċuaiḋ dó.

“Ċuaiḋ go maiṫ,” ar sé sin, “agus ḃuaiḋ an léine do riġne tusa ar gaċ léine dár riġneaḋ riaṁ. Aċt a leiṫéid seo, ḃí ár n-aṫair á ráḋ linn, go gcaiṫfiḋ gaċ aoinneaċ againn a ḃean féin ṫabairt leis a leiṫéid seo do lá agus pé bean den triúr ban is fearr a ċaoinfiḋ é gurḃ ṡin í agus a fear a ġeoḃaiḋ a ċuid go léir. Agus go ḃfeuċaiḋ Dia orm-sa cad do ḋeunfaiḋ mé?”

“Bíoḋ misneaċ agat,” ar sí sin, “agus ná bí i gcoṁnuiḋe ag dul in euḋóċas.”

Nuair ṫáinig an ṁaidean glaoḋaiġ an Luiċín Ḃán ar a fear. D'éiriġ sé agus ċuir sé é féin i gcóir. Nuair ḃí sé ag bogaḋ ċun bóṫair do laḃair an Luiċín leis. Duḃairt sí leis dá ṗiosa ḃata do ḃreiṫ leis, agus imṫeaċt suas go dtí lag an ḃóṫair, agus gan tor sceaċ ná tor aiṫinn do ḟágaint gan bualaḋ, ar eagla go mbeiḋ cat ná madra ionnta ṫabarfaḋ fúiti. D'imṫiġ an fear boċt leis agus is é ḃí go maolċluasaċ ag imṫeaċt.

Nuair a fuair an Luiċín Ḃán imṫiġṫe é, ċuaiḋ sí agus fuair sí dá ċeann deug de ḟranncaiġ agus dá ċeann deug de luċa. Ċuir sí luċ mar ṁarcaċ ar gaċ

frannċaċ. Fuair sí píosa páipéir annsan agus dein sí carréiste canta de. Gaib sí isteaċ na franncaiġ fé, agus śuiḋ sí isteaċ sa ċarréiste í féin, agus tiomáin sí léi suas an bóṫar. Nuair bí sí ag gabáilt tar ċrosaire bí tamall ón tiġ cad do beaḋ ag gabáilt aníos an bóṫar 'na coinne aċt triúr ban leasa, agus na trí gáire do riġneadar d'airiġ na mairb ins na reiligeaċa iad. Ar ionntóḋ na baise do riġneaḋ capaill des na franncaiġ, agus do riġneaḋ fearaib des na luċa, agus d'ionntaiġ an carréiste sa t-sliġe ná raib a barr le faġbáilt. D'imtiġ an draoiḋeaċt den Luiċín Bán agus ba í an bean ba breáġṫa ar luiġ gaoṫ ná grian riaṁ uirri í.

Ṫiomáin sí léi annsan suas go dtí an áit a raib a fear. Beannaiġ sí dó agus d'fiafruiġ sí de cad do bí sé a deunaṁ ag teaċt aníos lag an bóṫair.

"Ní leigfeaḋ náire dom é do innsint duit, a bean uasail," ar seisean.

"Ó ġeobaiḋ tú é innsint doṁ-sa," ar sí sin, "mar b'féidir go bfuiġbinn congnaṁ do ṫabairt duit."

Annsan d'innis sé go áit-leasc dí gurb aṁlaiḋ pós sé Luiċín Bán agus go raib sí ag teaċt aníos an bóṫar, agus go raib sé ag bualaḋ na dtor ar eagla go mbeaḋ cat nó madra ionnta ṁarbóċaḋ í."

"Bí istiġ sa ċarréiste," ar sí sin. "Níl baoġal ar do bean pósta mar is mise í."

"Ó ní tú a ċuigint ná ar aon ċor," ar seisean, "mar is maiṫ atá aiṫne agam ar mo bean pósta."

Aċt nuair bí sí ag dul i bfad air ċuaiḋ sé isteaċ agus d'imṫiġeadar go dtí tiġ a aṫar. Bí an beirt dearbráṫar agus a gcuid ban rómpa. Bean an ċeud ḋearbráṫar do pós, 'sí ċuaiḋ 'sa ċaoineaḋ an ċeud uair. Ċaoin sí go breáġ é agus ba binn leat beiṫ ag éisteaċt léi. Ṫosnuiġ bean an tarna dearbráṫar

annsan, agus bí sí sin tar na beartaiḃ leis. Annsan tosnuiġ an tríoṁaḋ bean, ba í sin an Luiċín Ḃán. Ḋein sí an caoineaḋ ċoṁ h-aoiḃinn sin, gur ċuir sí sáṁán agus sior-ċoḋlaḋ ar a raiḃ ag éisteaċt léi. Nuair ḋúisiġ an t-aṫair ṫug sé a strus agus a ġeall go léir don Luiċín Ḃán agus dá fear, agus ṁaireadar go saiḋḃir sáṁ an ċuid eile dá saoġal.

# Aonaċ na Carraige.

Tamall de ḃliaḋanta ó ṡoin, bí beirt fear bí ar a bpáḋ ag dul go dtí an Ċarraig le roint beiṫiḋeaċ. Ċeapadar, mar bí roint dá n-aois tabarṫa, gur ṁaiṫ an rud dóiḃ garsún óg do ḃreiṫ leó ċun na mbeiṫiḋeaċ do stopaḋ ar na beárnaċa, agus orm-sa ḃeartuiġeadar ċun dul leó, mar ḃíos go bríoġṁar ar mo ċosa, agus go deiṁin is girrḟiaḋ fánaċ ná béarfainn air an lá san.

Ḃíomar ag an Ċarraig le breacaḋ an lae. Ba ró-ġairid gur ċeannuiġeaḋ na beiṫiḋiġ ós na fearaiḃ, mar bí an-ġlaoḋaċ ar ḃeiṫiḋiġ reaṁra an lá ceudna, agus bí buille na tuaġa de ḟeóil ar ár gcuid-ne ḋíoḃ. Nuair bí na beiṫiḋiġ imṫiġṫe uainn agus airgead tógṫa, ċuamar isteaċ i dtiġ ag ite ár mbreasaist. Nuair do ḃí mo ḃolg lán agam féin ṡuiḋ mé ar ċaṫaoir mar bí mé corṫa.

"B'ḟéidir, a Ṁicil," arsa na fearaiḃ (fir), "gur ṁaiṫ leat-sa do reast do ḋeunaṁ, agus ġeoḃaimíd-ne amaċ feuċaint connus atá an t-aonaċ ag imṫeaċt. Glaoḋfaimíd ort-sa nuair beimíd i gcóir ċun dul abaile."

Ṫuit mo ċodlaḋ orm féin, agus nuair do ḋúisiġ mé d'ḟiafruiġ mé de ḃean a' tiġe ar ṫáinig na fearaiḃ (fir) im' lorg.

"Níor ṫáinig, a ġarsúin," ar sí sin.

"Go ḃfeáċaiḋ Dia orm-sa," arsa mise, "is aṁlaiḋ d'imtiġeadar abaile agus níor ċuiṁniġeadar ar ġlaoḋaċ orm."

"Ó'se Dia linn," arsa bean a' tiġe, "ná fuil fios agat ná deunfaidís é sin?"

"An inneósfá ḋom, a ḃean a' tiġe, 'ḋé an t-am 'sa ló é?"

"Tá sé tar éis an dá ḃuille ḋeug," ar sí sin.

"Mara dtiocfaiḋ siad i mbeagán eile aimsire," arsa mise, "cuirfiḋ mé ċun bóṫair."

Ní raḃadar ag teaċt, agus ḃain mé ḋíom mo ḃróga agus mo stocaí. D'ḟág mé slán ag bean a' tiġe agus ċuaiḋ mé leaṫ-is-muiġ ḋe'n doras. D'ḟeuċ mé soir siar agus ó ḋeas, agus d'iarr mé ar Ḋia mé ċur ar mo leas. D'imtiġ mé liom ċun bóṫair annsan. Ḃí mé tamall ag rioṫ agus tamall ag siuḃal. Ní ró-ḟada ċun bóṫair ḃí mé nuair ḃí an oiḋċe ag teaċt orm. Ṫáinig mé suas le fear a raiḃ boiscín ar a ḋrom aige.

"'Dé ċúis do ḃróga a's do stocaí ḃeiṫ ḋíot, a ġarsúin?" ar seisean.

Ḋ'innis mé mo ċúrsaiḋe ḋó.

"Ḃfuil dul i ḃfad ó ḃaile ort?" ar sé sin.

"Tá dul go Dúngarḃán orm," arsa mise.

"Annsan," arsa sé, "atá mé féin ag dul. Fanfaiḋ mé leat, agus cuir ort do ḃróga is do stocaí."

Ṡuiḋ mé síos ar port na diġe agus ċuir mé orm iad. Nuair ḃíodar orm d'ḟiafruiġ sé ḋíom an raiḃ aon ċipín soluis agam.

"Ó'se Dia linn, níl," arsa mise, "aċt b'ḟéidir ná beaḋ sé ró-ḟada nuair teagṁóċaḋ tiġ linn."

B'ḟíor dom, mar is gairid ċuaman nuair teagṁaiġ tiġ linn.

"Cuir an ḃoiscín seo ar do ġualainn," ar seisean, "agus bí ag imṫeaċt leat agus ġeoḃaiḋ mise greim 'sa mbótar ort."

Ḃí mé ḟéin ag imṫeaċt liom agus mé ag ḟeuċaint as mo ḋiaiḋ anois is arís, agus gan aon ṗíoc d'ḟear an ḃosca le feiscint agam ag teaċt. Nuair ḃí mé tar-éis stiall ṁaiṫ de'n ḃótar do ċur díom ċonnaic mé strapa ar an gclaiḋe ar ṫaoḃ coilleaḋ ḃí ann, agus tug mé m'aġaiḋ ar ḋul in áirde ar an strapa. Nuair ḃí mé in áirde ar ṁulla an ċlaiḋe ṡaṁaltaiġ sé ḋom go raiḃ casán ag imṫeaċt tríd an gcoill. D'imṫiġ mé liom síos an casán agus mo ḃoiscín tiar ar mo ḋrom agam. Ní ró-ḟada síos ḃí mé nuair do ṫeagṁaiġ tiġ liom agus ċonnaic mé an solas amaċ fé ḃun an duiris. Ċuaiḋ mé go dtí an doras agus ḃuail lem' láiṁ é. Is gairid ḃí mé ag fuireaċ nuair d'oscail bean an doras. Ḃeannaiġ mé ḋí agus ḃeannaiġ sí sin ḋom-sa.

"An ḃfuiġḃinn ḃeiṫ istiġ uait, a ḃean a' tiġe?" arsa mise.

"Duine an-eaglaċ san oiḋċe is eaḋ mé, agus tá mé tar-éis bótar fada do ċuir díom, agus ba ṁór an gráḋ Dia ḋuit lóistín do ṫaḃairt dom go maidin."

"Taḃarfaiḋ mé, agus fáilte," arsa sí sin.

"Is dóċa go ḃfuil tú corta ag an mbótar, a ġarsúin. B'ḟéidir go mbeaḋ dúil agat in rud éigin le n-iṫe."

"Duine muinteardḋa ṫaḃarfaḋ dom é," arsa mise. Leag sí pláitín prátaí agus pláitín feola ċuġam, agus d'iṫ mé mo ḋaoṫain díoḃ.

"B'ḟéidir go mbeiḋteá-sa ag éiriġe go doiṫ ar maidin agus go mba ṁaiṫ leat dul a ċodlaḋ anois?" arsa bean an tiġe liom.

“ Maiṫe, ṁuise, ba ṁaiṫ liom,” arsa mise, “ mar tá mé pléiḋte ag an mbóṫar.”

“ Tá go maiṫ, a ġarsúin, sin í in áirḋe do leaba os cionn póirse an t-seomra, agus ġeoḃaiḋ tú an ċaṫaoir sin annsan do ċur féḋ' ċosa ċun dul in áirḋe. Ḃeaḋ-sa ag léiriuġaḋ an tiġe go fóil, agus tá roint ruḋaí beaga le deunaṁ agam fá do raġaiḋ mé a ċodlaḋ,” arsa sí sin. D'imtiġ mé liom in áirḋe sa loċta beag agus d'ḟág mé mo ḃoiscín sa ċistin im' ḋiaiḋ. Ḃain mé ḋíom mo ċuid euḋaiġ annsan, agus ċaiṫ mé in áirḋe i mbun na leabtan iad, agus ċuaiḋ mé isteaċ sa leaba. Ḃí mé an-ċompórdaṁail sínte siar sa leaba, aċt níor ḃfada gur airiġ mé an buille mór á ḃualaḋ ar an doras, agus ar ḃfallaing féineaċ gur ċuir Micil cluas air féin, agus cad do ḃeaḋ ann aċt triúr fear agus cúig cinn de ḃeiṫiḋiġ do ḃí goiḋte aca.

Tiománadar isteaċ sa ċistin iad agus luiġeadar ċúċa, agus ṁarḃaiġeadar iad. Ḃaineadar na croicinn ḋíoḃ, agus ċuireadar isteaċ i mbairrle iad. Ṡuiḋeadar síos annsan agus d'iteadar a suipéar i dteannta a ċéile. Ar ball, ḃí fear aca ag dul suas sa seomra agus cad air ḃuailfeaḋ sé barr a ḃróige aċt ar mo ḃoiscín-se. Ċorraiġ na ruḋaí ḃí istiġ ann.

“ Dé an riaḃaċ ruḋ é seo?” ar seisean, agus raḃarta feirge air.

“ Garsún ar tuġ mé ḃeiṫ istiġ dó anoċt,” arsa bean an tiġe, “ sin é a ḃosca.”

“ Ó, dar so súḋ, ná raiḃ ḟios agat ná raiḃ sé luaḋalta ḋuit aoinneaċ do leigint annso isteaċ? Ḃ'ḟuiris ḋ'aiṫint gur tusa ḃí ċun sinn a ċroċaḋ.”

“ Éistiġiḋ go réiḋ,” arsa bean an tiġe, “ ar son anamainn ḃúr marḃ, agus ġeoḃaiḋ siḃ éiriġe ar ball,

agus é sin do ṁarbuġaḋ, agus é ċur amuiġ sa ċoill, agus annsan ní baoġal go gcroċfaiḋ sé siḃ.''

Nuair do ḃraiṫeas an duine déiḋeanaċ díoḃ imṫiġṫe a ċodlaḋ d'éiriġ mé féin. Ḃí mé ad' iarraiḋ mo ċos do ṡáiḋ amaċ i gcosa mo ḃríste agus i dtaoḃ gan an solas ḃeiṫ agam, ḃain an bríste an-aimsir díom á ċur orm. 'Dé an díoġḃáil, naċ nuair ḃí sé orm, an taoḃ ba ċeart ḃeiṫ aḃus 'sé ḃí siar, aċt imbasa, d'ḟág mé mar sin é mar ní leigfeaḋ an t-eagla dom ḃeiṫ ag lapadáil leis níos sia. Ċas mé crios aniar ṫarm agus ṫáinig mé anuas ó'n leaba, agus dá mbeaḋ ċiseán bogán fé'm ċosa ní dóiġ liom go mbrisfinn ceann aca. Ḃí greim le'm ḟiacla agam ar mo ṗus ar eagla go n-aireóċaiḋe m'anál. Ḃí mé ag ceapaḋ dom féin má ġeoḃainn an doras do oscailt go mbeaḋ liom. Níor ṫug mé bróg ná stoca liom, hata ná bosca, agus ba ṫoil le Dia go ḃfuair mé an doras do oscailt. Le linn is mé ḃeiṫ ag imṫeaċt de'n tairsing, ḋein an doras glór, agus i maiṫṫe ḃí aṁras agam go mbeaḋ an tóir im' ḋiaiḋ.

Oiḋċe ġealaiġe ba eaḋ í, agus is beag d'ḟeur do ḟás fé'm ċosa go ndeaċaiḋ mé treasna dá ṗáirc, aċt riotḟainn níos mire meireaċ an t-sliġe a raiḃ an bríste orm. Pé ḟeuċaint ṫug mé im' ḋiaiḋ connaic mé an tóir ag teaċt, agus do riġne mé d'iarraċt ar ṫiġ feirmeóra ḃí tamall uaim. Isteaċ san ioṫlainn ċuaiḋ mé. Ḃí cruaċ ḃreáġ ṫuiġe ann agus ḃí dréimire 'na ṡeasaṁ le ceann na cruaiċe. Níor ḋein mé aċt an dréimire do ċur díom suas, agus nuair ḃí mé ṡuas ar ḃarr na cruaiċe ṫarraing mé an dréimire in áirde as mo ḋiaiḋ. Ní túisce ḃí an dréimire in áirde agam ná d'airiġ mé fúm síos iad. Ḃí ḟios aca go maiṫ go raiḃ mé in áirde ar ḃarr na cruaiċe agus ċromadar ag bailiuġaḋ gaċ aon rud ḃí san ioṫlainn agus á gcur

ós cionn a céile, 'sa tsliġe go rabadar lám le beit in áirde, act má bíodar, scaoileas síos an dréimire ar an taob eile agus bogas liom ċun reata arís. Ag dul tar an tarna claiḋe dom (claiḋe cloċa fuara ba eaḋ é) tuit mé féin agus an claiḋe i dteannta a céile. Bí fios agam go raib deireaḋ liom agus d'imtiġ mé ar mo ċromada cois an ċlaiḋe agus cad do teangṁoċaḋ liom act sean-ċabail capaill. Ní raib ann act na h-easnuiḋeaċa agus cnáṁ a droma. Ċuaiḋ mé féin isteaċ agus sín mé istiġ innte. Nuair táinig an triúr suas d'féaċadar timċeall act ní raib pioc díom le feiscint. Is beag ná go rabadar ag ite a céile i dtaob mé imteaċt uata.

"Casaimís abaile in ainm Dé," arsa fear aca, "ní feadar sé siúd cia h-é sinn, agus ní baoġal go gcasfaiḋ sé ar an dúṫaiġ seo tar éis an scannraḋ bain dó anoċt."

"Ní feadar 'dé rud é seo tall," arsa fear eile aca.

"Tá, sean-ċabail capaill," arsa an fear mór, "agus ós rud é ná fuil dada againn ag dul abaile tá sé ċoṁ mait dúinn í bualaḋ in áirde ar ár nguailne."

Tugadar leo í agus mise sínte istiġ innte. Nuair tángadar go dtí an maċa d'fiafruiġ ceann aca den beirt eile cad do ḋeunfaidís léi.

"Tá sé ċoṁ mait dúinn í ċaiteaṁ annso cois an ċlaiḋe, mar atá an tiġ istiġ ró-ḃrúiḋte le gaċ aon rud," arsa an fear mór.

Leagadar anuas ar an gclaiḋe annsan í, agus ba toil le Dia go raib an ġealaċ ag dul ċuige, mar bí crampa i gcois liom agus ċait mé í síneaḋ. D'imtiġeadar leó isteaċ 'sa tiġ annsan. Nuair fuaireas-sa imtiġte iad, táinig mé amaċ as ċabail

an t-sean-ċapaill agus ḃogas ċun bóṫair aḃaile agus ag teaċt aníos dom tar ċoill an tSeurlóigiġ is eaḋ ḃí dúnainn an lae ag éiriġe orm agus mise go suaiḋte sáraiġṫe tar éis na h-oiḋċe. Níor ċuaiḋ mé go dtí an Ċarraig riaṁ ó ṡoin.

## Gaḃa na Ceárdċan Deirge.

Ḃí gaḃa uair ag an Ċeárdċa Ḋearg agus ḃí sé díoṁaoin an lá so. Casaḋ garsún isteaċ go dtí é.

"Dia ḋuit," arsa an garsún.

"Dia a's Muire a's Pádraig duit," arsa an gaḃa.

"An dtaḃarfá ḋom tamall de'n ċeárdċain ar feaḋ leat-uair a ċluig, má's é do toil é?" arsa an garsún.

"I mbasa taḃarfaiḋ mé," arsa an gaḃa, "mar is beag an gleiṫearán atá indiu orm."

Ċuaiḋ an garsún ar fuaid na ceárdċan, agus ní'l aon ḃlúire iarainn fuair sé nár ḃailig sé ċuige agus nár ċaiṫ sé isteaċ 'sa teine. Is gairid fág sé ann iad nuair ṫarraing sé amaċ arís iad. Ḃuail sé buille agus leaṫ-ḃuille orra, agus i gceann ceaṫraṁa uaire ḃí an ċeárdċa lán de ċearca agus de laċain aige. Ḃailiġ sé ċuige isteaċ in mála iad, agus d'ḟág sé slán ag an ngaḃa agus d'imṫiġ sé leis.

Nuair fuair an gaḃa imṫiġṫe é ċuaiḋ sé féin feuċaint an ḃfuiġbeaḋ sé aon ḃlúire iarainn na ḋiaiḋ, agus an méid fuair sé tug sé leis go dtí an teine iad. Is gairid do ḟág sé 'sa teine iad nuair do ṫarraing sé amaċ iad. Ḃuail sé buille agus leaṫ-ḃuille orra agus dá mbeaḋ sé á mbualaḋ ó ṡoin ní ḃfuiġbeaḋ sé cearca ná laċain do ḋeunaṁ ḋíoḃ.

Ṫáinig an garsún arís an lá 'na ḋiaiḋ sin agus sean-ċapall gan ṁaiṫ aige.

"An dtaḃarfá tamall de'n ċeárdċain indiu dom?" arsa an garsún.

"Muise, i mbasa, taḃarfaiḋ mé," arsa an gaḃa, "mar ní mó atá le deunaṁ indiu agam ná indé."

Ċuaiḋ an garsún ag deunaṁ crúḋ do'n ċapall. Nuair ḃí sí deunta aige ċuaiḋ sé amaċ agus ḃain sé an ċos ó'n ċapall. Ṫug sé leis isteaċ í. Nuair ḃí an ċrúḋ curṫa fé'n gcois aige, ċuaiḋ sé amaċ agus ċuir sé an ċos fé'n gcapall arís, agus in áit sean ċapall gan ṁaiṫ, 'sé ruḋ ḃí aige annsan ná capall breáġ óg. Ċuaiḋ an garsún in áirde ar an gcapall, d'ḟág sé slán ag an ngaḃa agus d'imṫiġ sé leis.

Nuair fuair an gaḃa imṫiġṫe é ḃí sé ar a ṁaranna.

"I mbasa," ar sé sin in a aigne féin, "raġad suas agus taḃarfad anuas mo ṡean-ċapall féin agus deunfad an cleas céadna leis."

Ċuaiḋ, agus ṫug sé leis anuas é. Riġne sé crúḋ do'n ċapall agus nuair ḃí an ċrúḋ deunta aige, ḃain sé an ċos ó'n ċapall agus ṫug leis isteaċ í ċun an ċrúḋ do ċur fúiṫi. Nuair do ċas sé ḃí an capall caillte.

"Muise, nár éiriġe aċt an t-áḋ leat-sa, a ġarsúin ṁí-áḋṁaraiġ, naċ mise atá creaċta indiu agat," ar seisean.

Ṫáinig an garsún an tríoṁaḋ lá agus dá ṡean-ḃean in éinfeaċt leis. D'iarr sé tamall de'n ċeárdċain arís, agus má d'iarr fuair sé í. Riġne sé dá ṡúgán féin agus ċaiṫ sé timċeall ar an dá ṡean-ḃean iad, agus ċuir sé isteaċ 'sa teine iad. Is gairid d'ḟág sé ann iad nuair do ṫarraing sé amaċ arís iad. Ḃuail sé buille agus leat-ḃuille orra agus dein sé cailín breáġ óg díoḃ. D'ḟág sé slán agus beannaċt ag

an ngaḃa annsan, agus d'imṫiġ sé leis é féin agus an cailín óg.

Nuair fuair an gaḃa imṫiġṫe iad, ċuaiḋ sé suas go dtí a ṫiġ, agus ṫug sé anuas a ḃean féin agus máṫair a céile. Ḋein sé dá ṡúgán féir agus ċeangail sé an ḃeirt ḃan le na céile agus ċuir sé isteaċ 'sa teine iad. D'aireoċtá fiċe míle ó ḃaile iad ag liúiriġ agus ag scréaċaiġ. Ċriotadar an ċeárdċa le neart a mbéiciḋe aċt ḃí sé ċoṁ maiṫ aca éisteaċt. Nuair ḃíodar tamall 'sa teine ṫarraing sé amaċ iad. Ḃuail sé buille agus leaṫ-ḃuille orra, aċt dá mbeaḋ sé á mbualaḋ ó ṡoin ní ḃfuiġḃeaḋ sé cailín óg do ḋeunaṁ ḋíoḃ.

Tamall maiṫ 'na ḋiaiḋ sin ḃí an garsún ag gaḃáil ṫar an ċeárdċain. Ḃeannaiġ sé do'n ġaḃa agus ḃeannaiġ an gaḃa dó.

"Connus atá an sceul ó ṡoin agat?" arsa an garsún.

"Tá, go beó boċt," arsa an gaḃa.

"Tá sé ċoṁ maiṫ duit an ċeárdċa do ḟágaint as do ḋiaiḋ agus teaċt liom-sa," arsa an garsún. "Doċtúir is eaḋ mise agus deunfaiḋ mé doċtúir eile ḋíot-sa."

"B'ḟéidir nár ḃ'ḟearr an doṁan é," arsa an gaḃa, "mar fear is eaḋ mé atá cráiḋte go maiṫ ag an saoġal."

D'imṫiġeadar leó annsan go dtí fear mór saiḋḃir ḃí ag coimeád na leabṫan ar feaḋ cúig ḃliaḋna. Nuair do ṡroiseadar an tiġ aduḃradar gur doċtúirí iad agus go mba ṁaiṫ leó an máiġistir d'ḟeiscint. Duḃraḋ leó ná raiḃ aon ṁaiṫ ḋóiḃ é d'ḟeiscint mar go raiḃ sé taḃarṫa suas ag na doċtúirí go léir.

"Má tá féin," arsa an garsún, "atá coinne againne maiṫ do ḋeunaṁ dó."

Duḃraḋ leó annsan dá dtógfaidís an máiġistir go ḃfuiġḃidís breaṫ a mbéal féin d'ór agus d'airgead. Ċuaiḋ an ḃeirt doċtúirí in áirde go dtí an seomra 'na raiḃ an duine uasal tinn. D'ḟeuċadar air agus fuaradar báisín uisce allaḃog. Ḋúnadar doras an t-seomra annsan. Ṫarraing an garsún ceann an duine uasail amaċ ṫar ċnaiste na leabṫan agus ḃain sé an ceann de le bileóig ḃí aige. Niġ sé 'sa mbáisín an gearraḋ. Nuair ḃí sé niġte glan tirim aige, ċuir sé ar ċolainn an duine uasail é agus i gcionn trí ċeaṫraṁa uaire, ḃuail an triúr aca anuas an staiġre, agus ḃí an duine uasal ċoṁ maiṫ in a ṡláinte agus ḃí sé riaṁ.

Ṫug an garsún an ċuid is mó den airgead fuair sé as an duine uasal do ṫógaint, ṫug sé don ġaḃa é. Pé ar doṁan raiḋlsiḋe do ḃuail an gaḃa ċeap sé go raiḃ sé ċoṁ maiṫ de ḋoċtúir leis an ngarsún agus duḃairt sé go n-imṫeóċaḋ sé ar ċion a láṁa féin feasta.

“Tá go maiṫ,” arsa an garsún, “ġeoḃair imṫeaċt.”

Ċuaiḋ an gaḃa go dtí an mbaile mór agus ċeannaiġ sé bileóg mar ḃí ag an ngarsún. Ḃí sé ráiḋte go raiḃ duine uasal ag dul ċun báis in a leiṫéid sin d'áit. Ċuaiḋ an gaḃa go dtí muintir an duine uasail, aċt duḃradar sin leis ná raiḃ aon ṁaiṫ ḋó dul á ḟeuċaint, mar go raiḃ sé ag tarraingt leis Ḃí teipiġte ar na doċtúirí go léir aon ṁaiṫ do ḋeunaṁ ḋó.

“Doċtúir mise,” arsa an gaḃa, “agus níor ṫeip orm fós an ṁaiṫ do ḋeunaṁ, agus tá mé sásta ar mo ċeann do ċailleaṁaint mara ndeunfaiḋ mé an duine uasal do leiġeas.”

Scaoileaḋ suas go dtí an seomra é. Fuair sé báisín uisce allabog. Ċuir sé gaċ aoinneaċ amaċ as

an seomra agus ḋún sé an doras. Tarraing sé amaċ ceann an duine uasail go dtí faobar na leabtan, agus bain sé an ceann de leis an mbileóig. Seo an ceann ag preabarnaiġ agus ag léimrig ar fuaid an t-seomra agus ní ḃfuiġḃeaḋ sé breiṫ air dá gcaillfeaḋ sé a ċiall. Pé feuċaint do riġne sé amaċ 'sa ḃfuinneóig cia ċíḋfeaḋ sé amuiġ aċt an garsún.

"Ó'se, le h-anamainn do ṁarḃ, tar aníos ċuġam go mear, nó tá deireaḋ liom," arsa an gaḃa.

Táinig an doċtúir óg aníos agus is gairid an ṁoill ḃí air nuair do rug sé ar an gceann. Niġ sé agus ġlan sé é, agus ḃuail sé in áirde ar an duine uasal é, agus ba ġairid go raiḃ an duine uasal ċoṁ maiṫ agus ḃí sé riaṁ. Ḃuail an triúr aca anuas an staiġre agus ní fios cad é an páḋ fuaradar ó'n duine uasal.

Do labair an doċtúir óg leis an ngaḃa annsan, agus aduḃairt sé leis an doċtúireaċt do ċaiṫeaṁ uaiḋ, agus go dtabarfaḋ sé féin buaiḋ ḋó a ḃuaiḋfeaḋ ar an ndoċtúireaċt. Ḋein an gaḃa mar aduḃraḋ leis agus táinig sé abaile go dtí a tiġ féin. Ba ġairid na ḋiaiḋ sin go ndeaċaiḋ sé go Contae Ċorcaiġe, agus atá sé tiar ann ó ṡoin ag baint coiréal cloċ agus ag deunaṁ coiníní agus girrḟiaḋta des na cloċa agus meireaċ san ní ḃeaḋ coinín ná girrḟiaḋ in Éirinn indiu.

# Seán Ó Céilleaċáin.

Ḃí lánaṁa pósta ann tamall de ḃliaḋanta ó ṡoin go mba ainm do ḟear a tiġe Seán Ó Céilleaċáin. Máire ḃí ar a bean. Ḃí Seán Ó Céilleaċáin lá ag dul go dtí an aonaċ. Casaḋ fear ins an mbóṫar leis.

"Dia duit," arsa an fear.

"Dia a's Muire a's Pádraig duit," arsa Seán.

“An ḃfeadar tú dom,” arsa an fear, “cá ḃfuil tiġ Seáin Uí Ċéilleaċáin annso?”

“’Dé an gnó atá agat dé?” arsa Seán.

“Tá, go ḃfuil deirḃṡiúr dó ṫuaiḋ gairid do Ċluain Meala ag dul ċun báis.”

“Is mise Seán Ó Céilleaċáin,” arsa Seán.

D’imṫiġeadar leó den mbótar annsan. Do riġneadar an coiṁgar trí ṡliaḃ agus aiteann, trí ḟraoċ agus trí spiara árda cloċ, tamall ar an árdán agus tamall ar an ísleán, go ndeaċadar ó ṫuaiḋ go dtí an áit a raiḃ a deirḃṡiúr. Ní raiḃ pioc den ċroiceann ar ċosa Ṡeáin ná raiḃ scriosta stracta le gairḃeaċt an bóṫair.

Nuair ṫáinig oiḋċe an aonaiġ b’ait le n-a bean ná raiḃ Seán ag teaċt abaile. D’imṫiġ sí ar fuaid tiġṫe an baile feuċaint an ḃfeiceóċaḋ aoinneaċ Seán ag an aonaċ. Ní ḃfuair sí aon sceul ó aoinneaċ. Níor ṫáinig sé an oiḋċe sin ná ist oiḋċe i mbáireaċ, ná ist oiḋċe in oirṫear.

I gcionn ceiṫre lá ’na ḋiaiḋ sin, ḃí cúigear fear ag feirmeóir ag dul ag baint móna. An ceud áit a ndeaċadar ag pollaḋ fuaradar fear báiḋte i bpoll n\ móna. Ṫógadar aníos ar an bport é. Niġeadar agus ġlanadar é, agus ní ḃfuiġbidís a ḋeunaṁ amaċ cérḃ’ é é. Rioṫ an sceul ar fuaid an ḃaile go ḃfuaraḋ a leiṫéid i bpoll na móna. Ṫáinig an baile, agus ṫáinig bean Ṡeáin Uí Ċéilleaċáin. Riġne gaċ aoinneaċ amaċ gurḃ é Seán é, agus gurḃ aṁlaiḋ d’iompaiġ uisce na móna a ḋaṫ. Ṫugadar abaile go dtí an tiġ é, agus is í Máire do ċaill le tórraṁ do ċur air, agus le Aifrean do ċur leis.

I gcionn seaċt seaċtṁaine ’na ḋiaiḋ san, do ṗós bean Ṡeáin Uí Ċéilleaċáin táilliúir ḃí ar an áit. Ḃí cos ġairid aige, slán mo ċoṁarṫa, agus ḃí sé ar leaṫ-

ṡúil, agus a ċainncín ag éiriġe rud beag in áirde sa spéir.

"Níl aon airgead agam ṫabarfainn duit as an bpósad do ḋeunaṁ, a Aṫair," arsa Máire leis an sagart, "mar a dtógfá muc atá agam."

"Tógfaid mé," arsa an sagart, "aċt ní ḃeurfad liom anois í."

Ṫáinig Seán Ó Céilleaċáin abaile oiḋċe Ṡatrainn timċeall seaċtṁain 'na ḋiaiḋ sin. Ċuaiḋ sé go dtí an doras. Ḃuail sé ag an doras agus d'ḟiafruiġ sé an raiḃ aoinneaċ istiġ.

"Ó dar so súd," arsa Máire, "sid é Seán Ó Céilleaċáin atá ag teaċt na sprid ċun mise do ṁarḃuġaḋ i dtaoḃ tusa do ṗósaḋ."

"Ní tusa ṁarḃóċaiḋ sé a ċuigint," arsa an táilliúir, "aċt mise ṁarḃóċaiḋ sé i dtaoḃ tusa do ṗósaḋ."

Ċuireadar gaċ aon trucáil ḃí istiġ leis an doras ċun ná fuiġḃeaḋ an sprid dul isteaċ. Nuair ná h-osclóċtaiḋe an doras do Ṡeán, ċaiṫ sé dul isteaċ i mbotán na muice, mar ḃí sé corta tuirseaċ ag an mbótar agus ba ċuma leis cá ndeunfaḋ sé a reast.

Sin í an oiḋċe ċeudna do ḃeartaiġ an sagart ar ḃeirt ḟear do ċur fé ḋéin na muice. Ċun í ṡiuḃal ḃíodar, mar ḃí tiġ an t-sagairt agus tiġ Ṡeáin Uí Ċéilleaċáin gairid do na ċéile. Ḃí córda aca ċun é ċur ar ċois na muice. Ċuaiḋ fear an ċórda go dtí doras an ḃotáin agus ḃí sé d'iarraiḋ teaċt ar ċois deiriḋ na muice. Ní ḟaca sé, is níor ḋ'airiġ sé dada gur buaileaḋ anuas idir an dá ṡlinneán é le buille ḃata cuilinn. Nuair fuair sé é féin do ċruinniuġaḋ rioċ sé amaċ, agus as go bráṫ leis an mbeirt aca ċoṁ mear is do ṫug Dia cosa dóiḃ. Níor stadadar gur ḃaineadar amaċ tiġ an t-sagairt.

"Iá ḋe," arsa an sagart, "cad atá búr gcur ag rioṫ, nó ar tugabair lib an muc?"

"Níor tugamar, a Aṫair," arsa siad san, agus ba ḋíċeall dóib labairt le neart saoṫair.

"'Dé ċúis?" arsa an sagart.

"Mar tá Seán Ó Céilleaċáin ins an mboṫán," arsa siad san.

"Ó Dia lem' anam," arsa an sagart, "naċ bfuil an fear sin curṫa le dá mí, agus nár d'airgeabar é á ċur fé ġuiḋe an pobail?"

"Is cuma 'sa riabaċ, a Aṫair," arsa siad sin, "tá sé 'sa mboṫán anoċt."

"Ná h-airiġeaḋ an talaṁ sib," arsa an sagart, "nó deurfaiḋe gur sib an beirt amadán is mó beó. Caiṫfiḋ sib dul agus an muc tabairt abaile lib anoċt."

"Ní ċaiṫfimíd, agus ní raġaimíd, a Aṫair," arsa siad san, "mara dtiocfaiḋ tú féin linn."

Ṫáinig an sagart leó agus tug sé leis a stoil, agus a leabar. Bí beárna ṡingil ċloċ ag bun an bóiṫrín. Ċuaiḋ an triúr aca suas ar ġualainn na beárnan. Ċuir an sagart an stoil air ag doras an boṫáinín, agus d'oscail sé an leabar beag agus bí sé á léiġeaṁ, mar oiḋċe spéir ġealaiġe ba eaḋ í. An fear ċuaiḋ isteaċ an ċeud uair, ní hé ċuaiḋ isteaċ an tarna h-uair. Is gairid bí sé istiġ sa mboṫán, agus é ar a ċromadaḋ, nuair buaileaḋ idir an dá ṡlinneán é. Nuair d'airiġ an sagart fuaim an buille tug sé léim, agus ċaill sé an leabairín beag den iarraċt san. Rioṫ an triúr aca, aċt ba bríoġṁaire an sagart ċun dul tar an beárnain ná iad. Tuit an beirt ḟear agus an beárna i bfoċair a ċéile, agus ní baoġal gur d'ḟan an sagart gur d'éiriġeadar. Ar maidin lá ar na báireaċ ba í maidin Dé Doṁnaiġ í.

D'éiriġ Seán Ó Céilleaċáin as easair na muice, nuair ba am leis é, agus ċuaiḋ sé amaċ sa ṁaċa. Ḃí doras tiġe na muintire dúnta i gcoṁnuiḋe. Ċuaiḋ sé amaċ go dtí claiḋe an ṁaċa agus ḃuail sé a ḋá uillinn ar an gclaiḋe agus ḃí sé ar a ṁaranna. Ba ġairid go ḃfaca sé cuideaċta daoine ag gaḃáilt an ċoṁgair go dtí an Aifreann.

“Ní beag dom a ḋonaċt ċaiṫ mé an oiḋċe agus gan an tAifreann do ċailleaṁaint,” arsa Seán. Agus d'imtiġ sé i ndiaiḋ na cuideaċtan go dtí an Aifreann.

D'aiṫin cuid des na daoine é, agus ḃíodar ag imteaċt an-ṁear uaiḋ. Ṡíl Seán gurḃ' aṁlaiḋ ḃíodar déiḋeanaċ don Aifreann agus ḃí sé ag geuruġaḋ na ndiaiḋ. Ba ġairid gur rioṫadar. Má rioṫadar, rioṫ Seán 'na ndiaiḋ. Nuair ċonnaic na daoine go léir Seán ag rioṫ baineaḋ árd-ġeit asta. Isteaċ sa séipéal leó ċoṁ mear agus ḃí aca. Isteaċ le Seán in a ndiaiḋ. Rioṫ na daoine amaċ an doras eile nuair a ċonnacadar Seán. Rioṫ an sagart ċoṁ maiṫ leó agus níor ḟan duine ḋaoine beó sa séipéal aċt Seán Ó Céilleaċáin.

“Dia lem' anam,” arsa Seán, “ní ḟeadar 'dé cúis gaċ aoinneaċ ḃeiṫ as a ċiall, agus 'dé an díoġḃáil aċt an sagart ċoṁ dona leo.”

Ṫáinig Seán tar n-ais abaile. Ḃí a ḋuirisín féin oscailte roiṁe, agus ḃí a ḃean in a suiḋe ar ṫaoḃ den teine agus an táilliúir ar an taoḃ eile. Nuair ċonnaic Máire Seán ag teaċt isteaċ an doras leig sí liúiġ aisti, agus is beag ná go ndeaċaiḋ sí i lagaċar le neart scannraḋ.

“Ó Dia lem' anam, a Ṡeáin Uí Ċéilleaċáin. cia aca beó nó marḃ atá tú?”

"Is deas duit-se naċ marḃ atáim," arsa Seán. "Dá mbeinn-se marḃ ḃeiteá-sa gan muc aréir. Ṫáinig beirt ḃiṫeaṁnaċ fé ḋéin na muice, aċt má ṫángadar ċaiteadar imteaċt gan an ṁuc. Níor ḃfada 'na ḋiaiḋ sin gur ṫáinig triúr den treiḃ ċeudna aċt ċaiteadar sin an bóṫar do ṫaḃairt orṫa gan an ṁuc leis."

"Aċt nár ṫórraṁuiġeaḋ ṫusa ar an mbórd san, agus dá ċoṁarṫa san féin, naċ mise do ċaill le tú ṫórraṁ?" arsa Máire.

"In ainm Dé, éist a ḃean, agus ná ḃí ag deunaṁ Máire Ní Ógáin díot féin. Cia hé an fear so istiġ agat?"

"Tá, an táilliúir," arsa Máire, "mar ṡíl mé go raiḃ tusa curṫa, agus pós mé an táilliúir seo."

"Éiriġ as san a ṫáilliúir na smuilce," arsa Seán, "agus bog bóṫar aḃaile duit féin, agus ná feictear go bráṫ arís ar an ḋúṫaiġ seo ṫú."

## Réiltín an Earbaill.

Ḃí mé lá dom' ṡaoġal, nuair ḃí mé im' páiste, ḃfoċair mo ṁátar a's í ag piocaḋ brosna. Ṫáinig an seaḃac agus rug sé le na ġob a's le na ċrúcaí orm. Ṫug sé in áirde ins an spéir uaċtaraċ mé. Ċuaiḋ sé in áirde i bpuillín beag caol 'sa deireaḋ agus leag sé uaiḋ i bpáircín ḃáin mé agus ṫuit mo ċodlaḋ orm. Nuair do ḋúisiġ mé b'ait liom de ṫalaṁ an doṁain cá raiḃ mé.

D'éiriġ mé agus ċimil mé mo ḃasa dem' ṡúile. D'ḟeuċ mé uaim in gaċ áit agus ċonnaic mé tiġ ṫíos i lag beag talṁan tamaillín uaim. Riġne mé ḋ'iar-

nacht air, agus chuaidh mé isteach. Bheannaigh mé do mhuintir an tighe agus bheannaigh muintir an tighe go fáilteamhail dom.

"Bhfuil tú i bhfad ar an dúthaigh seo?" arsa fear a' tighe.

"Maise, i maitte, nílim, a fhir mhaith," arsa mise. "Ní fheadar mé de thalamh an domhain cá bhfuilim, nó cad do thug annso mé."

"'Dé an ainm atá ort, led' thoil?" ar sé sin.

"Micil Ó Muirgheasa ó'n Rinn, is ainm dom," arsa mise.

"Tar ag ithe, a Mhicil Uí Mhuirgheasa," arsa fear a' tighe, "atá an dinnéar i gcóir."

"I mbasa raghaidh mé," arsa mise, "mar tá ocras orm."

Nuair bhí an dinnéar ithte againn d'fhiafruigh mé d'fhear a' tighe an raibh aon mhórán tighthe ins an dúthaigh in a rabhamar. Dubhairt sé ná raibh ann acht trí tighthe, agus ná raibh acht deich n-acra fichead talmhan ag gabháilt leó.

"Ní fheadar an mbeadh aon ghnó agaibh dem' leithéid se," arsa mise.

"Ní bheadh, a Mhicil," arsa fear a' tighe, "mar níl sé luadhailte dúinn aoinneach eile do choimeád annso acht sinn féin."

"Go bhfeuchaidh Dia orm-sa, má 'seadh," arsa mise, "agus connus raghaidh mé abhaile?"

"Tá an foghmhar bainte buailte againn," arsa fear a' tighe, "acht tá mé deimhneach ná eiteóchaidh aoinneach de'n triúr againn tá in ár gcomhnuidhe annso tú ar chuid lae de shúgán tuighe, agus annsan gheobhtá cuid na dtrí lá do cheangal le na chéile agus bheurfadh sin tamall maith síos tú. Ba mhór an nídh duit gan an tuitim mhór ar fad bheith agat. Gheobhaidh tú fuireach

im' ḟoċair-se anoċt, agus tosnuġaḋ ar an súgán imbáireaċ."

"Tá go maiṫ," arsa mise, "is dóċa ná fuil dada eile le deunaṁ, agus go deiṁin táim an-ḃuiḋeaċ díot."

Ċodail mé an oiḋċe sin in a ḟoċair agus ċuaiḋ mé ag obair ar an súgán an ṁaidean 'na ḋiaiḋ sin.

Nuair ḃí cuid lae deunta agam ċuaiḋ mé um ṫráṫnóna go dtí an tarna tiġ. Ḃeannaiġ mé do ṁuintir an tiġe agus ḃeannaiġeadar san dom-sa. D'innis mé mo sceul do ḟear a' tiġe agus d'iarr mé cuid lae de ṡúgán tuiġe air.

"Ġeoḃaiḋ tú é agus fáilte," ar seisean, "má deineann sé aon acra duit."

"Ó'se go deiṁin deunfaiḋ, cuid ṁór," arsa mise. "Aċt b'ḟeárr liom ná rud ná deunfainn go ḃfuiġḃteá mé ċoimeád ar feaḋ roint seaċtṁainí."

"Ó'se Dia linn," ar seisean, "dá mbeaḋ aon ġnó agam díot ċoimeádfainn tú agus fáilte, aċt níl sé de ċead againn aoinneaċ do ċoimeád annso aċt an triúr againn."

Ṫug mé an lá agus an oiḋċe 'na ḟoċair agus annsan ċuaiḋ mé go dtí an tríoṁaḋ fear. Fuair mé cuid lae uaiḋ sin leis, agus is é ḃí go teas séiṁialta liom.

Ċeangail mé na trí píosaí de'n a ċéile annsan agus fuair mé píosa de ḃata láidir. Ċuir mé barr air agus ṫáinig mé go dtí beul an ṗuill. Ṡáiḋ mé an bata síos 'sa talaṁ ag beul an ṗuill agus ḃuail mé le sáil mo ḃróige é ċun é do ḋaingniuġaḋ go maiṫ. Ċeangail mé ceann an t-súgáin de'n mbata agus scaoil mé síos an ceann eile. Ċuaiḋ mé síos ar an súgán annsan ó láiṁ go láiṁ. Nuair ḃí mé ar ċeann an t-súgáin ní raiḃ aon ṗioc de'n talaṁ so le

feiscint agam. Ṁarannaiġ mé orm féin agus duḃairt mé liom féin má raġainn in áirde arís go mḃ'féidir go ḃfuiġḃinn cuid trí lá eile. In áirde liom arís ó láiṁ go láiṁ. Nuair ḃí mé i ngiorraċt trí troiġte do ḃeul an ṗuill, cad do ḃeaḋ ná fear aca in áirde, agus nuair ċonnaic sé ag casaḋ mé ġearraiḋ sé an súgán. Anuas liom agus an súgán im' dorn. Ḃí an ġaoṫ andeas im' ṡéideaḋ ó ṫuaiḋ agus an ġaoṫ adtuaiḋ im' ṡéideaḋ ó ḋeas. Ḃíoḋ im' ṡéideaḋ soir, siar, ó ḋeas agus ó ṫuaiḋ agus gaċ aoinneaċ ċíḋeaḋ san oiḋċe mé ṡíliḋís gur mé Réiltín an Carbaill. I gcionn cúig ṡeaċtṁaine is eaḋ tuit mé 'sa ċurraċ móna i mḂaile Uí Ċiaróg. Ḃí fearaiḃ ag baint ṁóna 'sa ċurraċ agus ṫógadar mé. Ṫugadar braoinín té ḋom, agus nuair ṫáinig mé ċuġam féin ṫeasbánadar an bóṫar abaile dom. Ní raiḃ dada agam taḃarfainn dóiḃ aċt aṁáin an súgán. Ṫáinig mé abaile go dtí m'aṫair agus mo ṁáṫair, agus mara raiḃ fáilte aca roṁam níl gob ar ġandal.

## Donnċaḋ ó Urṁuṁa.

Seo fear ḃí ann tamall de ḃliaḋanta ó ṡoin a mḃ'ainm dó Donnċaḋ Urṁuṁa. Ċuaiḋ sé lá go dtí an aonaċ ag díol bó. Ṫeagṁaiġ fear 'sa mbóṫar leis.

"Cad atá tú ag lorg ar an mbó ?" arsa an fear.

"Táim ag lorg cúig ṗúint deug deiċ uirri," arsa Donnċaḋ.

"Tá cláirseaċ ċeóil annso agam-sa," arsa an fear, "agus is fearr duit an ċláirseaċ ná na ceudta púnt. Aoinneaċ beaḋ ag rinnce a n-imreóċtá an

ċláirseaċ dó níor ġáḋ ḋuit é stad go dtí gur ṁaiṫ leat féin é."

Ṫóg Donnċaḋ an ċláirseaċ ar an mbó agus ċuaiḋ sé aḃaile. "Cad fuair tú ar an mbó, a Ḋonnċaḋ?" arsaiġ a ṁáṫair leis.

"Fuair mé rud maiṫ," arsa Donnċaḋ.

"'Dé ṁéid?" arsa an ṁáṫair.

"Inneosad duit ar nómaint," arsa Donnċaḋ. "Aċt seo cóir ċeóil a fuair mé agus ba ṁaiṫ liom tú ḟeiscint ag deunaṁ boḃta rinnce."

"Tá go maiṫ," arsa an ṁáṫair. "B'ḟéidir go dtógfaḋ boḃta beag ár gcroiḋe."

D'éiriġ sí agus ċuaiḋ sí ag deunaṁ rinnce agus ḃí Donnċaḋ ag imirt ar an gcláirsiġ. Nuair ḃí sí ag teaċt corṫa ní ḃfuiġbeaḋ sí stad. Do liúiġ sí ar Ḋonnċaḋ agus do iarr sí air stad de'n imirt.

"Deunfad," arsa Donnċaḋ, "aċt ná fiafraiġ díom arís anoċt cad fuair mé ar an mbó."

"Geallaim-se óm' ċroiḋe agus óm' ċorp duit," ar sí sin, "ná fiafróċaiḋ mé díot go bráṫ cad fuair tú uirre, aċt aṁáin mé stad."

Stad sé annsan í agus ní baoġal gur ċuir sí a ṫuilleaḋ ceisteanna air i dtaoḃ na bó.

I gcionn ráiṫe ḃí clú agus cáil Ḋonnċaḋ agus a ċláirsiġe an fuaid na dúṫaiġ. Aon áit a mbíoḋ rinnce agus croiḋléis ḃíoḋ Donnċaḋ agus a ċláirseaċ ceóil ann. Ṫuill sé an doṁan agus an saoġal d'airgead ag imṫeaċt ó ṫaoḃ taoḃ na tíre ag seinnt dos na daoine. Tar éis roint aimsire ċuaiḋ sé go Baile Áṫa Cliaṫ. Ḃí árd oiḋċe rinnce ag tiġ an Ṁeura an oiḋċe seo. Ḃí gaċ aon ċeoltóir do b'ḟearr 'sa dúṫaiġ ag seinnt ann. Ḃí Donnċaḋ ann aċt ní raiḃ sé ag seineaṁaint. Ċuir sé aiṫne ar inġin an Ṁeura agus ḃíodar an-ṁuinteарḋa le na ċéile. D'innis sé ḋí

i dtaoḃ na cláirsiġe. I ndeireaḋ na h-oiḋċe duḃairt an cailín óg leis an gcoiṁṫionól go n-imireóċaḋ Donnċaḋ ó Urṁuṁa greas ceóil dóiḃ. Ṫosnuiġ Donnċaḋ. Ḃí cuideaċta ṁór ag rinnce. Ḃíodar ag rinnce agus ag rinnce leó agus gaċ aoinneaċ ag teaċt corta. B'ḟearr leó ná aon rud go bḟuiġḃidís stad, aċt ḃíodar fé ḋraoiḋeaċt ag an gceól agus ní raiḃ aon smaċt aca ar a gcosa. I ndeireaḋ na scríbe nuair ḃíodar pléiḋte buailte amaċ d'iarr ingean an Ṁeura ar Ḋonnċaḋ iad do stad. Ḋein sé a coṁairle. Ḃí an-ṁeas ar fad aici ar Ḋonnċaḋ annsan, agus ṡocruiġeadar go n-imṫeóċaidís i bḟoċair a ċéile go dtí tiġ ṁátar Ḋonnċaḋ.

D'imṫiġeadar leó ar ḋeireaḋ na h-oiḋċe. Ag imṫeaċt dóiḃ an bóṫar cad do ṫeagṁoċaḋ orta ná láir ḃán. Ḃeannaiġeadar do'n láir ḃáin agus ḃeannaiġ an láir ḃán dóiḃ.

"An bḟaca tú tuinn ar bogaḋ riaṁ," arsa Donnċaḋ leis an láir ḃáin.

"Ní ḟaca mé," arsa an láir ḃán, "agus b'ḟearr liom go bḟeiceóċainn."

"Tar isteaċ 'sa ċurraċ so," arsa Donnċaḋ, "agus ċíḋfiḋ tú ar nómant í."

Ċuaiḋ an láir ḃán agus Donnċaḋ isteaċ. Ċuir sé isteaċ i lár na tuinne an láir ḃoċt agus ba ġairid ḃí sí ann nuair ċuaiḋ sí á bascaḋ.

"Ní ṫaḃarfaiḋ tusa aon ċúnntas orm-sa," arsa Donnċaḋ, "ná ar ingin Ṁeura Ḃaile Áṫa Cliaṫ," agus d'imṫiġ sé féin agus an cailín óg leó.

Ní ró-ḟada ċuadar nuair ṫeagṁaiġ leoṁan leó.

"Dia ḋuit," arsa siad san leis an leoṁan.

"Dia a's Muire ḋuit a's Pádraig," arsa an leoṁan.

"An bfaca tú riaṁ," arsa Donnċaḋ leis an leoṁan, "tuise cláirsiġe á tógaint?"

"Ní ḟaca," arsa an leoṁan, "agus b'ḟearr liom ná dada go bfeicinn."

"Siuḃail leat," arsa Donnċaḋ, "agus ċíḋfiḋ tú go luaṫ é."

Ṫángadar go dtí crann mór téagarta ḃí sínte ar ṫaoḃ an bóṫair. Do riġne Donnċaḋ muirtís 'sa ċrann agus annsan do riġne sé ding. Ċuir sé earball an leoṁain isteaċ ins an muirtís agus ċuir sé an ding ann leis. Ḃuail sé buille ḋe ċúl na tuaġa ar an ding á ḟásgaḋ.

"Ó, t'anam ón diabal" arsa an leoṁan, "tá mé millte."

Ḃuail sé buille eile air ċun í do ḟásgaḋ níos fearr.

"Ní ṫabarfaiḋ tusa aon ċúnntas uait cár ġaḃ Donnċaḋ ó Urṁuṁa ná ingean Ṁeura Ḃaile Áṫa Cliat," ar seisean, agus d'imṫiġ sé féin agus an cailín óg leó.

Ní ró-ḟada ċuadar nuair do ṫeagṁaiġ madra ruaḋ leó.

"Dia duit," arsa siad san.

"Dia a's Muire duit a's Pádraig," arsa an madra ruaḋ.

"An bfaca tú crann sceiċe gile á ċur in a ṡeasaṁ riaṁ?" arsa siad sin.

"Ó'se Dia linn, ní ḟaca mé," arsa an madra ruaḋ, "agus ṫabarfainn aon rud ar é ḟeiscint."

"Siuḃail leat linn," arsa Donnċaḋ, "agus teasbánfaimíd duit é."

D'imṫiġ an madra ruaḋ leó. Ṫángadar go dtí crann mór sceiċe gile.

"Tar i leiṫ anois agus teasbánfao duit é," arsa Donnċaḋ.

Rug sé ar earball ar an matra ruaḋ agus ċuir

sé an ċnáṁ a ċúil in áirde sa ċrann sceiċe gile é. Ní ḃfuiġḃeaḋ an maḋra ruaḋ corraiġe ag na deilgní.

"Fan-se annsan," arsa Donnċaḋ leis, "agus ní taḃarfaiḋ tú aon ċúnntas cár ġaḃ Donnċaḋ ó Urṁuṁa ná ingean Ṁeura Ḃaile Áta Cliat."

D'imtiġeadar leó an bótar annsan.

Ní ró-fada ḃíodar imiġte ó'n rinnce nuair d'airiġ an Meura go raiḃ a ingean imtiġte le fear na cláirsiġe. Lean an Meura agus a ṁaiṫ-ṡluaġ iad. Ag imteaċt dóiḃ an bótar cad do teagṁóċaḋ orta 'ná an láir ḃán.

"Ḃail ó Ḋia ort, a láir ḃán," arsa siad san.

"Dia a's Muire ḋiḃ a's Pádraig," arsa an láir ḃán.

"An ḃfeiceóċtá a leitéid seo ag gaḃáilt an ḃótair le déiḋeanaiġe?" arsa an Meura.

"Mo ċiaċ cráiḋte go ḃfaca," arsa an láir ḃán, "mar is iad do ċuir mise isteaċ 'sa tuinn seo, agus naċ go dtógfaiḋ siḃ-se mé, taḃarfaiḋ mé m'árd-ċongnaṁ ċun iad do ḟiaḋaċ."

Tógadar an láir ḃán agus d'imtiġ sí leó. Ḃíodar ag cur díoḃ ar a ndíċeall gur casaḋ an leoṁan leó.

"Dia duit," arsa siad sin.

"Dia a's Muire duit a's Pádraig," arsa an leoṁan.

"Ní feadar an ḃfeicfá a leitéid seo daoine ag gaḃáilt an ḃótair?" arsa an Meura.

"Mo ċiaċ cráiḋte go ḃfaca," arsa an leoṁan. "Is iad do ċuir in aċrann 'sa ċrann so mé, agus má ḃogann siḃ-se as so mé, taḃarfaiḋ mé m'árd-ċongnaṁ ḋíḃ ċun iad do ḟiaḋaċ."

Ḃogaḋ ón ċrann é agus d'imtiġ sé leó.

Ḃíodar ag imteaċt suas árd an ḃótair agus cad

do ṫeagṁóċaḋ orra ná crann mór sceiċe gile. Ċonncadar an madra ruaḋ in áirde 'sa ċrann. Ḃeannaiġeadar dó agus ḃeannaiġ sé dóiḃ.

"An ḃfeiceóċtá a leiṫéid seo do ḋaoine ag gaḃáilt ṫar bráġaid?" arsa an Meura.

"Nár éiriġiḋ an t-áḋ leó," arsa an madra ruaḋ, "naċ iad do ċaiṫ mise ar ċnáṁ mo ċúil in áirde annso, áit a ḃfuil deilgní ag dul go dtí an smior ionnam."

"Scaoilfimíd anuas tú aċt go dtaḃarfaiḋ tú t-árd-ċongnaṁ dúinn ċun iad do ḟiaḋaċ," arsa an Meura.

"Déiniḋ," arsa an madra ruaḋ, "agus ní ḃeiḋ a ċaṫuġaḋ oraiḃ."

Nuair ċonnaic Donnċaḋ ag teaċt as a ndiaiḋ iad ḃí sé i dteannta. Ċuiṁniġ sé ar ṡeift ar nómant. Luiġ sé ag deunaṁ céaċta Gaeḋealaċ i lár an ḃóṫair. Nuair ṫáinig an sluaġ gairid dóiḃ stad an láir ḃán de urċar.

"Ní raġaiḋ mise ṫar an áit seo," ar sí sin, "mar 'sé rud atá siad san a ḋeunaṁ ná tuinn ar bogaḋ ċun mise do ċaiṫeaṁ isteaċ innte."

"Ní baoġal go raġaiḋ mise ṫar an áit seo," arsa an leoṁan, "mar 'sé rud atá siad a ḋeunaṁ ná tuise cláirsiġe ċun mo earball ċuir síos ann."

"Ó'se an riaḃaċ cos raġaiḋ mise ṫar an áit seo," arsa an madra ruaḋ, "mar 'sé rud atá siad a ḋeunaṁ ná ag cur crann sceiċe gile na ṡeasaṁ ċun mise do ċaiṫeaṁ in áirde air."

Do ċaiṫ an Meura agus a ṁaiṫ-ṡluaġ casaḋ aḃaile arís. Pósaḋ Donnċaḋ ó Urṁuṁa agus an cailín óg tamall in a ḋiaiḋ sin, agus ní raiḃ aon lánaṁa pósta fé ḃun na gréine ró-ḋeas ag maireaċtain dóiḃ.

# I dTúis m'Óige

Nuair ḃí mise i dtúis m'óige ḃí mé an-ṫaḃarṫa don aċrann. In aon áit a mbeaḋ bruiġean ba ṁaiṫ liom-sa ḃeiṫ ar an duine ba ṡia isteaċ ḃeaḋ innte. Is minic ṫáinig mé aḃaile agus mo ṁalaí gearrṫa, fuil lem' ċluasa, mo hata caillte agam agus muinirtle mo ċasóige ar na craoḃaċa. Ḃí mé ag cráḋ m'aṫar agus mo ṁáṫar an-ṁór. Ní ró-fada in a ḋiaiḋ san gur riġneadar cleas ar mé do ċuir go dtí an scoil. Lá des na laeṫeanta casaḋ mo ċomráduiḋe féin liom, agus d'ḟiafruiġ sé ḋíom an gceannóċainn píopa ḃí aige.

"Ní haon ṁaiṫ dom-sa píopa," arsa mise, "mara ḃfuil blúire tobac agat."

"Tá blúirín tobac agam leis," ar sé sin.

"An mbeiḋ tú daor orra?" arsa mise.

"Ní ḃeiḋ mé," ar sé sin. "Taḃarfaiḋ mé ḋuit ar trí leaṫ-pingne iad."

Ċuardaiġ mé féin mo ṗócaí agus fuair mé trí leaṫ-ṗingne agus ṫug mé ḋó ar an bpíopa agus ar an mblúire tobac iad. D'imṫiġ mé liom annsan go dtí an scoil. Is beag dem' leasún d'ḟoġluim mé an lá sin, aċt ag cuiṁneaṁ ar an bpíopa agus ar an mblúire tobac. Ḃí mo ṗócaí stracta agam ó ḃeiṫ ag cur mo láiṁ síos ionnta ar eagla go gcaillfinn an píopa ná an tobac. Nuair fuaireamar cead teaċt amaċ um ṫráṫnóna, ḃaineas-sa ḋíom mo ḃróga agus mo stocaí ċun ná beinn i ḃfad ag teaċt aḃaile. Ḃí an tráṫnóna marḃ-ḟliuċ agus ins an gcorcán cois na teineaḋ ḃí mo ḋinnéar ag mo ṁáṫair roṁam. Leite ḃí aici ḋom. Ḃí m'aṫair in a ṡuiḋe ar ċaṫaoir taoiḃ leis an teine, agus a ċeann i gcoinne na h-iarta aige,

agus snuaḋ-ċodalta air. Fuair mé cáirt agus spiún agus braon bainne ó mo ṁáṫair, agus ní ró-ḟada ċuaiḋ mé ar an leitin le neart sainnte ċun an ṗiopa agus an ġail. Do leag mé an ċáirt in áirde ar ċlár an ċorcáin agus ṫarraing mé ċugam mo ṗiopa agus mo ḃlúire tobac. Líon mé an píopa agus leag mé spréóin ṁóna in áirde air, agus ḃí gaċ aon ġal amaċ as mo ḃeul ag éiriġe in áirde. Ḃuail mé cos liom ṫar an gcois eile agus ṡíl mé go mba ṡaiḋḃre mé ná ríġ Ṡasana. Cad do ṗreabfaḋ in áirde ar ċlár an ċorcáin aċt an cat. Leag sé an clár, an ċáirt, a's an spiún. Ḋúisiġ m'aṫair agus ċimil sé a ḃasa dá ṡúile.

"An píopa atá agat, a Ṁicil?" ar seisean.

"I mbasa, is eaḋ," arsa mé féineaċ.

D'éiriġ sé in a ṡeasaṁ.

"Ḃail, ṁuise, a ṁic ó, níor ḃeag duit a raiḃ de'n mí-áḋ ort agus gan píopa ḃeiṫ agat."

D'imṫiġ sé síos go dtí an doras agus d'oscail sé é, agus ṫáinig sé aníos go dtí mé féin. Rug sé ar dá ċluais orm, agus níor ḃain aon ċos liom leis an urlár gur ċuir sé leaṫ-is-amuiġ den doras mé.

"Taḃair-se is do ṗiopa," ar sé sin, "bóṫar éigin eile oraiḃ."

Ḃí mé féin leaṫ-is-amuiġ is mé ar mo ṁaranna feuċaint cad ba ṁaiṫ ḋom a ḋeunaṁ. Duḃairt mé liom féin pé'r doṁan áit a raġainn go raiḃ mé in iúil ar luaċ ruainne tobac do ṫuilleaṁ. D'imṫiġ mé liom agus tug mé m'aġaiḋ ar ċaṫair Ċorcaiġe. Ḃí mé tamall ag rioṫ agus tamall ag siuḃal agus ba ġairid go raiḃ mé ag tuitim siar corṫa. Duḃairt mé liom féin, má teagṁoċaḋ aon tiġ liom go raġainn ag lorg ḃeiṫ istiġ ann. Ḃí sé ag teaċt duḃ fá do

teagmhaigh aon tigh liom acht ba ghairid 'na dhiaidh sin go bhfaca mé geata iarainn agus dhá philéar geala ar taobh mo láimhe deise. D'imthigh mé isteach an geata, agus síos liom bóithrín fada bhí ann, agus nuair chuaidh mé síos tamall shamhaltaigh sé dhom go raibh tigh ar an áit. Leag mé mo dhá láimh ar falla bán bhí ann agus bhí mé ag lapadáil liom feuchaint an bhfuighbhinn teacht ar dhoras tighe. Cad do teagmhochadh liom ná doras tigh bainne, agus tuit amach ná raibh aon ghlas air, agus fuair mé dul isteach ann. Nuair bhí mé istigh ní bhfuighbhinn dheunamh amach 'dé an sórt tigh é. Chuardaigh mé mo phócaí agus níor bh'fhéidir liom aon chipín soluis d'fhaghbháil. Bhí mé im chorraighe féin anonn is anall ar an úrlár agus ba ghairid gur bhuail tubán lem' ghlúna. Chuir mé mo dhá láimh isteach sa tubán feuchaint an bhfuighbhinn dheunamh amach cad do bhí ann. Chuir mé barraí mo mheurácha isteach im' bheul, mar bhraith mé fliuch iad, agus d'aithin mé gur leamhnacht do bhí 'sa tubán. Luigh mé ar mo leath-ghlúin agus bhíodh ag an tubán mar ar bhaineas an tart díom féin.

"Tá an sceul go maith anois," arsa mise liom féin, "dhá mbeadh aon áit agam a luighfinn."

Ba ghairid bhí mé ag lapadáil nuair teagmhaigh meadar liom, agus chuimhnigh mé má leagfainn an mheadar ar a cliatháinagus mo cheann do chuir isteach innte go mb'fhéidir go dtiocfadh rud éigin bheurfadh ar chosa orm, agus i mbasa is amhlaidh d'fhág mé in a seasamh í agus chuaidh mé isteach innte. Shuidh mé síos innte ar mo chorra cip. Bhí mé chun imtheacht luath ar maidin ó'n tigh acht ba luaite bhí bean an tighe éirighthe ná mar d'airigh mise dúiseacht. 'Sé rud do righne bean an tighe ar an nómant ar tháinig sí amach go dtí tigh an bhainne acht dul agus breith ar dhabhach uachtair agus é do dhortadh

síos orm féin 'sa meadair, agus le méad an ċodlaḋ ḃí orm féin níor d'airiġ mé é. Ċuaiḋ sí agus rug sí ar an tarna daḃaċ agus ḋort sí arís isteaċ 'sa meadair é. Sin é an uair ḋúisiġ mise, mar ḃí an t-uaċtar im' ṁúċaḋ agus ag dul isteaċ im' ċluasa is im' ṡúile, agus ar ṡliġe éigint, fuair mé mo ċeann do ṫógaint aníos. Nuair ċonnaic sí ag tógaint mo ċinn aníos as an meadair mé ṫuit sí i ḃfanntais le neart scannraḋ, agus le linn dí ḃeiṫ ag éiriġe is eaḋ fuair mé féin mo ċosa amaċ as an meadair. An ḟaid ḃí mé im' ċroċaḋ féin d'airiġ mé í ag dul isteaċ go dtí fear an tiġe.

“Ó tá mé marḃ, a Ṡeáin” ar sí sin.

“Cad é an riaḃaċ ḃain duit?” arsa Seán.

“Ó Dia le m'anam,” ar sí sin, “éiriġ go mear mar atá an diaḃal amuiġ 'sa meadair.”

“Glaoḋaiġ ar an madra duḃ a ḃfuil an craosair,” arsa Seán, “agus cuir as é.”

D'imṫiġ mé féin liom suas i gcoinne árdáin cnuic ḃí suas ó'n tiġ, agus ní ró-ḟada ċuaiḋ mé nuair ḟeuċ mé as mo ḋiaiḋ. Ċonnaic mé an madra duḃ-riaḃaċ ag teaċt aníos agus spreiḋnlíní teineaḋ ag imṫeaċt as a ṡúile agus deallraṁ an diaḃail air. Nuair ḃí sé gairid dom, ḃain mé ḋíom mo ċasóg feuċaint an ḃfanfaḋ sé á liġe, agus ba ṫoil le Dia gur ḟan. D'imṫiġ mé liom annsan go ndeaċaiḋ mé ar ṡáil an ċnuic; agus nuair ná raiḃ an madra im' leanaṁaint ḃain mé laḋar féin feuċaint an ḃfuiġḃinn an t-uaċtar ḃaint dem' ḃriste. Riġne mé mé féin maiṫ go leór agus ní ró-ḟada ċuaiḋ mé nuair ṫeagṁaiġ tiġ feirmeóra big liom. Ċuaiḋ mé isteaċ ann.

“Bail ó Ḋia a's ó Ṁuire oraiḃ annso isteaċ,” arsa mise.

"Dia a's Muire a's Pádraig duit, a buaċaill óig," arsa fear a tiġe.

"An mbeaḋ aon ġnó agat de ġarsún oibre go ceann beagán seaċtṁainí?"

"Muise, i mbasa, atá a ṁic ó," ar sé sin, "agus is é Dia agus an Ṁaiġdean Muire ċas isteaċ go dtí mé tú, mar ṫóg mé píosa coilleaḋ le h-aġaiḋ teineaḋ trí seaċtṁaine is lá indiu, agus ní raiḃ aoinneaċ im' ḟoċair ġearrfaḋ mion í, agus ba ṁaiṫ liom go ḃfanfá mara mbeiḋ tú ró-ḋaor orm."

"Fanfaiḋ mé id' ḟoċair," arsa mise, "ar trí raolaċa sa ló agus mo ċotuġaḋ."

"Geoḃaiḋ tú san agus fáilte," ar sé sin.

D'iṫeamar ár mbreascast i dteannta a ċéile agus annsan d'imṫiġeamar linn go dtí an ċoill. Ṫug sé sin tuaġ agus treasc leis agus ṫugas-sa tuaġ agus billeóg liom. Leite ḃíoḋ ċun breascaist gaċ aon ṁaidin againn, agus leite ḃíoḋ ċun suipéir againn gaċ aon oiḋċe. Arán agus leaṁnaċt ḃíoḋ againn ċun dinnéir, agus go deiṁin ḃíoḋ an-ṫruaġ ag bean an tiġe dúinn. 'Sa ċorcán ċoimeádfaḋ an t-aingseóir dúinn í ċun go mbeaḋ sí te againn. Sé an ainm ḃí ar ḃean a tiġe ná Máire Ċáit Nell, agus Seán na Gréine ṫugtaí ar ḟear an tiġe. Ḃí mé féin agus é féin ag obair i dteannta a ċéile. Ní raiḃ aon rud agam le cur 'na ċoinne aċt go gcoimeádfaḋ sé ag an ċoill ró-ḋéiḋeanaċ mé. Ḃíomar an oiḋċe seo ag obair sa ċoill, agus ní ḟeadar mé féin cad ar ḃí mé ag tarraingt na tuaġa mar ḃí sé an-ḋuḃ. Pé rud do ruaig Seán taoiḃ liom agus é ag gaḃáilt d'iall a ḃróige, ar ṫarraingt na tuaġa dom féin, cad do ḃuailfinn ná Seán anuas ins an muinéal agus ḃain mé an ceann de ar an áit sin. I gcionn tamaillín

beag b'ait liom 'dé ċúis ná raiḃ Seán ag caint liom, ná ag 'ḋeunaṁ aon ḟotraim leis an tuag.

"A Ṡeáin," arsa mise, "ná fuil sé in am scur?"

Nior labair aoinneaċ liom. Labras níos aoirde ná sin an tarna h-uair. Nuair nár ḟreagair aoinneaċ ḋom leag mé uaim mo tuaġ agus ċuaiḋ mé lem' ḋá ḃais ag cuardaċ na talṁan ar eagla gur aon lagaċar ṫáinig air. Cad do ġeoḃainn ná ceann Ṡeáin.

"Ó Dia lem' anam," arsa mise liom féin, "atá an diabal deunta."

Leag mé uaim an ceann agus ċuaiḋ mé sa ċuardaċ arís, agus i mbasa, fuair mé an ċolann tamall beag ó'n áit a raiḃ an ceann. D'iarr mé ar Ḋia is ar an Ṁaiġdean Ṁuire cabair agus congnaṁ do ṫabairt dom. Ba ġairid gur ṁoṫ sé liom go ḃfuiġḃinn an díoġḃáil do leiġeas. Rug mé ar ċaḃail air agus ṫug mé anonn do dtí bun crainn é agus ċuir mé in a ṡeasaṁ annsan é. Ċuir mé píosa ḃata in a ċoinne ar eagla go dtuitfeaḋ sé ḟaid ḃeinn a casaḋ ar an gceann. Annsan fuair mé an ceann agus ċuir mé ar a ċolainn é. Oiḋċe ṁór ṡeaca ba eaḋ í agus timċeall fiċe nóimant ḃí mé ag coimeád an ċinn ar an gcolainn, nuair do labair sé liom.

"I mbasa, a Ṁicil," ar sé sin, "tá mé go maiṫ arís, agus go deiṁin ba ṁaiṫ an sceul é ḃaint dom mar ċoimeádfainn ró-ḋéiḋeanaċ sa ċoill tú. Is dóċa ná faca tú mé nuair do ṫarraing tú an tuaġ."

"Ó'se, a ṁic ó," arsa mise, "ar ndóiġ dá ḃfeicóċainn ní ḋeunfainn é."

"Ag dúnaḋ iall mo ḃróige ḃíos-sa," ar sé sin, "agus ṡíl mé ná raiḃ tusa ċoṁ gairid dom."

"Ó'se, a ṁic ó," arsa mise, "sin é mar a ḃíonn."

"Is fearr dúinn dul abaile anois agus buiḋeaċas do ġabáilt le Dia naċ níos measa atá an sceul againn.

Tá sé chomh maith dúinn gan dada a rádh le Máire mar bheadh an t-aingseóir trí-na-chéile dá mbeadh aon fhios aici cad do thuit amach orainn."

D'imthigheamar a bhaile, cos ar chois agus bhí an-ocras orm féin an oidhche sin agus fá do ruaig do Mháire an bainne a thabhairt dom bhí an crústa tógtha den leitin agam agus mé á ithe amach as mo láimh. Ar mo ghlúna bhíos-sa agus ba ghairid gur tháinig Seán as mo choinne ar an taobh eile den chorcán. Bhí an gal ag éirighe aníos as an leitin nuair bhain mé an crústa dhí, agus chuir Seán a cheann rud beag isteach thar fhaobhar an chorcáin le saint chun na leitean, agus leagh an gal an sioc bhí ag ceangal a chinn agus thuit a cheann isteach sa leitin. Má thuit féin níor chuir sin amudha ar mo shuipéar d'ithe mise. Rug mé ar stolladh gruaige air, agus thóg mé aníos as an leitin é agus leag mé ar an urlár é, agus le linn na h-uaire sin d'fheuch Máire anuas.

"Ó Dia lem' anam, a Mhicil," ar sí sin, "nach é sin ceann Sheáin ar an urlár?"

"'Dé an díoghbháil é bheith ann?" arsa mise.

"'Dé chúis ná beadh díoghbháil ann?" ar sí sin, ag leigint trí liúgh aisti agus ag bualadh a bas. Shíl mé gur chrioth an tigh mór timcheall orm agus ba bheag an deifir nár chuir sí amudha ar mo shuipéar mé.

"In ainm Dé agus Muire, teighir fé dhéin an dochtúra, a Mhicil," ar sí sin, "feuchaint an bhfuighbheadh sé a cheann do chuir ar Sheán."

"Nach dochtúir mise féin, a bhean an tighe," arsa mise.

"Ó'se, má isead, a dhochtúir, le h-anamain do mharbh cuir a cheann ar m'fhear bocht."

"Cad do thabharfaidh tú dhom as é do dheunamh?" arsa mise.

"Tá ocht bpúint im póca," ar sí sin, "nár chuir

mé sa ḃannc an lá eile, agus an gcuirfiḋ tú a ċeann ar Ṡeán boċt ar an méid sin?"

"Cuirfiḋ mé," arsa mé féin, "aċt taḃair dom anois é."

Ṫug sí dom an t-airgead agus d'fill mé go deas cruinn cruaiḋ é istiġ i bpáipéar ruaḋ agus ḃuail mé síos ins an ṗóca ḃí leaṫ istiġ ar mo ḃeist é. Rug mé ar ċaḃail ar Ṡeán agus ṫug mé liom amaċ go dtí pinniúir an stábla é. Fuair mé gabalóg bata agus ċuir mé in a ċoinne í ċun ná tuitfeaḋ sé ḟaid is ḃeinn ag casaḋ fé ḋéin an ċinn. Ṫug mé an ceann liom annsan agus leag mé in áirde ar an gcolainn é, agus ċoinniġ mé lem' láiṁ é ar feaḋ fiċe nóimant. I gcionn na h-aimsire sin laḃair Seán arís.

"I mbasa, a Ṁicil, is dóċa gurḃ é teas na leitean do ḃog an uair úd é! Caitfeaḋ fuireaċ siar ó ḃeul an ċorcáin feasta."

Ḃuaileamar araon isteaċ go dtí Máire. Ḃí an oiread áṫais ar Ṁáire agus gur ṡíl sí mé féin agus é féin do ċur ag rinnce, aċt nuair d'ḟeuċ sí ceart air: "A ḋoċtúir," ar sí sin, "naċ ḃfuil a aġaiḋ an-ṁór ar a ċúl agat?"

"Má's eaḋ," arsa mise, "bainfiḋ mé de arís é, mar ní raiḃ aon t-solas ar foġnaṁ agam."

"Tá sé go maiṫ agat," ar sí sin. "B'ḟéidir nár ḃ'ḟearr a aġaiḋ ḃeiṫ ró-fada aniar. Ní beag a ḃfeicfiḋ sé mar atá sé."

"Tá go maiṫ," arsa mise.

Nuair ṫáinig am codalta ċuamar go léir a ċodlaḋ, aċt níor ṫrom suain dom-sa é, mar ḃí eagla orm go mbogfaḋ teas na leabtan a ċeann arís agus ná beaḋ an sioc ann ċun é do ċeangal. Mar sin ḃogas ċun bóṫair i lár na h-oiḋċe agus sceul ná duan ní ḃfuaras ó ḟear an ċinn ó ṡoin.

# An Ṗinginn is Aoirde.

Ḃí lánaṁa pósta ann tamall de ḃliadanta ó ṡoin, Seán do b'ainm do ḟear a' tiġe agus Máire do ḃí ar a ḃean. Ḃí lá an ċíosa ag glaoḋaċ orra agus ní raiḃ dada aca ċun an ṁáiġistir do ḋíol. Ḃí aon ḃó aṁáin aca, agus ba é an scian tríd an gcroiḋe leo scaraṁaint léi, aċt ní raiḃ leiġeas aca air. Ṡocruiġeadar ar an mbó do ḋíol, agus an oiḋċe roiṁe an aonaċ aduḃairt Máire le Seán gan an iomarca do iarraiḋ uirri ar eagla ná fuiġtí í do ḋíol.

"Is cuma liom," arsa Seán, "caiṫfiḋ mé an pinginn is aoirde ar an aonaċ do ḟaġḃáil uirri, nó ní ḋíolfad í."

D'éiriġ sé go moċ ar maidin, agus nuair ḃí sé i gcóir, ḃog sé ċun bóṫair é féin agus an ḃó. Is gairid ḃí sé ar an aonaċ nuair táinig ceannaiġṫeóir ċuige. "Cad atá tú ag lorg ar an mbó?" ar seisean.

"Ní ḃfuiġḃiḋ aon ḟear indiu í gan an pinginn is aoirde," arsa Seán.

Ní feadar an ceannaiġṫeóir 'dérd é an pinginn is aoirde, aċt ní ḃfuiġḃeaḋ sé aon ḟocal eile d'ḟaġḃáil as Ṡeán. D'imṫiġ sé leis agus é go searḃasaċ de féin. Ba é an sceul ceudna ag gaċ aon ċeannaiġ-ṫeóir táinig i rioċ an lae. An céad ċeannaiġṫeóir táinig ar maidin táinig sé arís um ṫráṫnóna.

"Ḃail, a Ṡeáin," ar seisean, "bé [an é] an t-airgead ceudna atá tú ag lorg i gcóṁnuiḋe uirri?"

"'Sé ṁuise," arsa Seán.

Níor dein an ceannaiġṫeóir aċt pinginn do ċuir

in áirde ar ḃarr bata láiṁe ḃí aige. Annsan ċuir sé an bata ós a ċionn 'n áirde agus an ṗinginn ar a ḃarr.

"Sin í an ṗinginn is aoirde ar an aonaċ indiu," ar seisean, "agus caiṫfiḋ tusa an ḃó do ṫaḃairt dom-sa uirri." Fuair sé an ḃó ó Ṡeán agus ṫug sé an ṗinginn dó.

Nuair do ċuaiḋ Seán aḃaile ba í an ċeud ċeist do ċuir Máire air ná ar díol sé an ḃó go maiṫ.

"Éist, a ḃean, agus leig dom féineaċ," arsa Seán, "aċt faiġ mo dinnéar dom go mear, mar tá mé caillte 'on ocras."

Fuair sí a dinnéar agus d'iṫ sé é.

"Ṁuise, a Ṡeáin," arsa Máire aris, "innis dom dé méid fuair tú ar an mbó."

"Tá sé ċoṁ maiṫ dom an ḟírinne do innsint duit," arsa Seán, "ní ḃfuair mé ar an mbó aċt pinginn.

Nuair do airiġ Máire an ċaint is beag ná gur imṫiġ sí 'na geilt. Ṗreab sí, agus léim sí, agus dóḃair go stracfaḋ sí a raiḃ de ġruaig ar a ceann. Ní raiḃ aon ainm ó aer go talaṁ nár ṫug sí ar Ṡeán. Nuair ḃí sí cорṫa ó ḃeiṫ ag léimriġ agus ag liúiriġ do laḃair Seán.

"Éist go réiḋ, a ḃean," ar sé sin, "má ḃí an ceannaiġṫeóir ró-ṁaiṫ dom-sa indiu beaḋ-sa suas fós leis."

Nuair do éiriġ Seán maidin lá ar na ḃáireaċ ċuaiḋ sé agus ḃailiġ sé buaċaill agus piċe, agus ṫug sé leis iad go dtí curraċ mór luaċra agus líonadar trí ċeud mála le seisc agus ṫug sé leis aḃaile iad. Ḃí seaċt nó h-oċt de ċaoiriġ sa mbaile aige agus ḃearraiġ sé iad, agus ċuir sé laḋar den olann i mbeul gaċ aon ṁála. Fuair sé tamall de ċapaill ós na coṁarsain agus ṫug sé leis na málaí go léir go dtí

an mbaile mór. Cia ġeobaḋ an t-sliġe aċt an ceann-aiġṫeóir do ċeannaiġ an bó uaiḋ ar an bpinginn.

"Dia ḋuit, a Ṡeáin," ar seisean.

"Dia a's Ṁuire ḋuit a's Pádraig," arsa Seán.

"Cad atá agat á ḋíol indiu?" arsa an ceannaiġ-ṫeóir.

"Tá trí ċeud mála olainne ċoṁ maiṫ agus do leagaḋ ar an mbaile seo riaṁ í," arsa Seán.

"An osclóċtá mála ḋíoḃ go bḟeicinn í?"

"Osclóċad agus fáilte," arsa Seán.

Nuair do ċonnaic an ceannaiġṫeóir an olann ṫaiṫnig sí go h-an-ṁaiṫ leis, agus aduḃairt sé go mbeaḋ na trí ċeud mála uaiḋ mar an rud é go mbeaḋ Seán ró-ḋaor air.

"Ní beiḋ mé, ṁuise," arsa Seán, "taḃairfiḋ mé ḋuit í ar oċt scillinge an mála."

"Ġeoḃaiḋ tú san uaim," arsa an ceannaiġṫeóir.

Ṫóg Seán an t-airgead, agus ḃí an-ċompórd air ag teaċt aḃaile go dtí Máire an tráṫnóna san.

Nuair ċuaiḋ an ceannaiġṫeóir aḃaile leis an olann ḋoirt sé amaċ as na málaí í agus sin é an uair ċonnaic sé cad é an saġas olainne ḃí aige. Nuair ṫáinig Seán isteaċ aḃaile d'ḟiafruiġ a ḃean de cad ba ċor do.

"Ba ċor go maiṫ ḋom," arsa Seán. "Ḃuail an ceannaiġṫeóir ceudna liom do ċeannaiġ an bó uaim, agus tug sé oċt scillinge an mála dom ar na trí ċeud mála."

"Ó'se Dia linn, a Ṡeáin," ar sí sin, "ná fuil a ḟios agat go dtiocfaiḋ an fear sin ar t-éileaṁ agus go mbeiḋ an sceul níos measa ná riaṁ annsan agat."

"I mbasa is dóċa go dtiocfaiḋ, agus b'ḟéidir nár ḃ'ḟearr ḋom rud do ḋeunfainn ná dul i bḟolaċ 'san ualaċ aitinn sin, amuiġ sa maċa."

Is ar éigin ḃí sé amuiġ nuair ṫáinig an ceannaiġṫeóir agus a ḋearḃráṫair isteaċ sa tiġ.

"Bail ó Ḋia a's ó Ṁuire annso isteaċ," ar siad san.

"Dia a's Muire a's Pádraig ḋiḃ, a ḟeara," arsa Máire.

"Cá ḃfuil fear a tiġe?" arsa siad san.

"D'imṫiġ sé amaċ ó ċiana," arsa Máire, "agus níor ċas sé fós."

Níor ḋein ceann aca aċt breiṫ ar bun spruinne ḃí gairid don doras, agus seo amaċ 'sa maċa é agus ṫug sé aġaiḋ na spruinne ar an aiteann.

"Ó ná déin, a ḟir ṁaiṫ," arsa Seán, "mar táim-se annso."

"Éiriġ as san, a rógaire ḃiteamnaiġ, a ḃfuil mé creaċta agat," arsa an ceannaiġṫeóir.

D'éiriġ Seán go h-áiṫ-leasg agus is é ḃí go maolċluasaċ ag éiriġe. Ċuireadar isteaċ i mála é. Ḃuail fear aca in áirde ar a ġualainn é agus d'árduiġeadar leó é. Is gairid ḃíodar imṫiġṫe nuair do laḃair Seán istiġ sa mála, agus 'sé rud aduḃairt sé ná gurḃ é féin Seán Dilín do ḃí istiġ i mála ag dul go dtí n-a flaiṫis. Lá an-ḃrotallaċ ba eaḋ é agus ċuaiḋ an ceannaiġṫeóir agus a ḋear-ḃráṫair isteaċ 'sa ċeud tiġ táḃairne teagṁaiġ orra. D'ḟágadar Seán boċt amuiġ cois claiḋe agus ḃí an port ar siubal i gcóṁnuiḋe aige. Cia ḃeaḋ ag gaḃáilt tar ḃráġaid aċt ceannaiġṫeóir a raiḃ sé cinn deug do ḃuláin aige. Nuair do airiġ sé an ċaint, "mise Séan Dilín atá istiġ i mála ag dul go dtí n-a flaiṫis; mise Séan Dilín atá istiġ i mála ag dul go dtí n-a flaiṫis," ċuir sé cluas air féin agus tar éis dó ḃeiṫ ag éisteaċt le Seán ar feaḋ tamaill do laḃair sé.

"An mbeaḋ aon t-seans go leigfeá mise isteaċ

sa mála," an seısean, "mar atá mé corta den saoġal, agus cráıdte cıapaıġte ag an mbean atá agam?"

"Leıgfıd mé," arsa Seán, "acht baın an córda den mála."

Baın sé an córda den mála, agus chuaıd sé féın ısteach ann. Adubaırt sé go raıb sé an-bhuıdheach do Sheán, agus go raıb sé ag tabhaırt na sé cınn deug de bhuláın reamhra dó.

"Tá go maıth," arsa Seán, "acht coınnıġ ar an gcaınt bhí agam-sa agus ıs gaırıd go mbeıd tú ıns na flaıthıs."

D'ımthıġ Seán leıs, agus na sé cınn deug de bheıthıġ reamhra aıge. Ní ró-fhada bhí sé ımthıġthe nuaır tháınıg na ceannaıġtheóırí amach as tıġ an tábaırne. Níor dheın ceann aca acht breıth ar an mála, agus é do chuır ın áırde ar dhruım árd a ġuaılne. D'ımthıġeadar leó annsan go dtí go ndeachadar go dtí an poll báıdte agus chaıtheadar síos é féın agus an mála. Chuadar abhaıle annsan agus d'ınnseadar dá n-athaır agus dá máthaır cad do bhí deunta aca.

"Ó'se, Dıa lınn," arsa an t-athaır, "tá droch-obaır deunta agaıb, agus tá sé dıan nó díolfaıd sıb as lá éıgınt. Teıġıd ıst oıdhche ı mbáıreach agus tugaıd roınt aırgıd don mbean bhocht a deıneabhar baıntreabhach dı agus go maıthıd Dıa dıobh an choır uathbhásach atá deunta agaıb."

Tháınıg an beırt aca ıst oıdhche ı mbáıreach agus nuaır bhíodar ag deunamh ar an tıġ, bhí beıthıġ ın gach aon áıt thımcheall orra. B'aıt leó cıa'rbh leıs na beıthıġ breáġtha. Chuadar ısteach.

"Baıl ó Dhıa 's ó Mhuıre annso ısteach," arsa ceann aca.

"Dıa 's Muıre 's Pádraıg dıbh, a fheara," arsa Seán.

Ḃí iongantas orra nuair do ċonnacadar an fear ḃí báiḋte, dar leó, 'na ṡuiḋe cois na teineaḋ, aċt níor leigeadar dada orra.

“A Ṡeáin,” arsa siad sin, “cá ḃfuairis na beiṫiḋiġ go léir?”

“Dá mbeaḋ aoinneaċ agam do stopfaḋ aréir iad nuair do ċaiṫeaḃar sa poll báiḋte mé, ḃeaḋ seaċt n-oireaḋ agam,” arsa Seán.

“An dtiocfá,” arsa ceann aca, “go dtí an poll báiḋte in ár ḃfoċair anoċt.”

“Má ṫeiġim,” arsa Seán, “mise an ċeud ḟear raġaiḋ síos.”

“Ó dar ndóiġ, tá cuid ṁór beiṫiḋiġ agat-sa anois agus ba ċeart duit duine againne do leigint síos ar dtúis.”

“Raġaimíd go dtí an poll an triúr againn an ċeud uair, pé sceul é,” arsa Seán, “agus ní mór dúinn trí ṁála ḃreit linn.”

D'imṫiġeadar leó go dtí an poll an oiḋċe sin. Ċuaiḋ ceann des na ceannaiġṫeóirí isteaċ i mála. Ḃuaileaḋ córda ar a ḃeul agus caiṫeaḋ síos é. Nuair ḃí an t-uisce á taċtaḋ agus á ṁúċaḋ. “Ḃlab,” “blab,” “blab,” ar sé sin.

“Ó ṫ-anam ón diaċair,” arsa Seán, “an airiġir? Atá sé ad' iarraiḋ na mbeiṫiḋeaċ do stopaḋ.”

“Cuir isteaċ go mear sa mála mé agus caiṫ síos mé go raġad i gcaḃair air,” arsa an dearḃráṫair.

Ċuir Seán isteaċ sa mála é go luaṫ léir, agus ċaiṫ sé síos é. D'ḟág sé sa poll an beirt ċeannaiġ-ṫeóir, agus ṫáinig sé abaile, agus ní raiḃ buaḋairt ná mairg air as san amaċ.

# Éirig a hata.

Nuair bhí mé óg d'imthig mé trí nó ceathair de laethanta óm' mhuintir agus nuair do chas mé bhí m'athair agus mo mháthair ar buile liom.

"An chun tú bheith ag imtheacht id' amadáinín gan chiall do thógamar tú?" arsa m'athair liom.

"Ó'se, b'anamh liom imtheacht," arsa mise, "agus an rud is anamh is iongantach."

"Cuir uait do ghearradh gad," ar seisean, "agus teighir amach agus feuch ar an asailín a bhfuil a dhá chliathán buailte le na chéile gan aoinneach annso bhainfeadh sop ná seóirse dhó."

"Is gairid bheidh," arsa mise, "dá bhfuighbhinn-se an oidhche."

Nuair fuair mé idir a deich agus an t-aon uair deug 'san oidhche é, ghabhas chugham mo chórda, mo bhileóg, agus mo ghabhlóg agus d'imthig mé liom. Bhain mé an-bheart d'fheur agus d'aiteann óg trí-na-chéile. Do líon mé 'sa chórda é agus dóbhair ná fuighbhinn éirighe fé. Bhí mé ag goid liom an bóthar agus níorbh' fhada go raibh mé ag tuitim corta. Leag mé an beart in áirde ar thaobh an chlaidhe chun mo reast do thógaint. Cad do gheobhadh tharm ná an sluagh, dubhadh na gcnoc is na mbánta díobh. Bhíodar ag caint agus ag caitheamh aimsire leó, acht ní fheadar mise cad do bhíodar a rádh. Bhí fear mór ruadh siar tamall uatha agus gach aon léim aige, ad' iarraidh teacht suas leó.

"'Dé chúis," arsa mise, "tusa bheith i ndiaidh na coda eile?"

"Mar nuair bhí mise," ar sé sin, "ins an saoghal a bhfuil tusa, agus mé im thórramh ar chlár bhí cóirdín ar dhá ordóig mo chos chun iad do choimeád le chéile

agus an dream do ċuir 'sa ċoṁrainn mé níor ċuimniġeadar ar é ġearraḋ."

"Tá bun scine agam-sa," arsa mise, "agus b'ḟéidir go ḃfuiġḃinn é ġearraḋ."

"Ó'se ġeoḃaiḋ tú, a ġarsúin, agus ná raiḃ a ḟaid san de luiġeaċán bliaḋna ort," ar seisean.

Socruiġ mé an beart ar an gclaiḋe agus táiniġ mé amaċ ar lár an ḃóṫair go dtí é. Luiġ mé ar mo leaṫ ġlún agus ġearraiġ mé an córda, agus go deiṁin b'ḟuiris é ġearraḋ, mar snáiṫín beag caol ba eaḋ é.

"Innis dom," arsa sé sin, "cad é an ainm atá ort."

"Tá, Micil Ó Muirġeasa ó'n Rinn," arsa mise.

"Táim-se an-ḃuiḋeaċ díot, a Ṁicil," ar seisean. "Táim ċoṁ ḃríoġṁar le h-aon ḟear 'sa sluaġ anois. Aċt a leiṫéid seo, a Ṁicil," ar seisean, "caiṫfiḋ tú ḃeiṫ ṫíos ag an gcrosaire a leiṫéid seo d'oiḋċe mar tá mise agus an sluaġ ag dul tar fairrge amaċ ċun Lonndain agus ní ḃfuiġḃimís dul ann gan do leiṫéid-se ḃeiṫ in ár ḃfoċair."

Ní raiḃ aon sainnt orm féin dul leó aċt ḃí eagla orm an t-eiteaċas taḃairt dó, agus aduḃairt mé go mbeinn ag an gcrosaire roiṁe. D'imṫiġ sé uaim annsan mar d'imṫeóċaḋ an ġaoṫ Ṁárta. Ċuaiḋ mé féin agus ḃuail mé mo ḋrom i gcoinne an ḃirt agus ḃog mé liom ċun bóṫair. Ḃoḃtaí bíoḋ áṫas orm nuair ċuiṁniġinn ar an sceul agus boḃtaí eile ḃínn an-ṁí-ṡásta. Pé sceul é, fuair mé an beart liom go dtí boṫán an asail, agus bíoḋ ag an asal mar ar ċuireas-sa bolg air.

Nuair ḃí mé ag dul a ċodlaḋ d'ḟiafruiġ mo ṁáṫair díom an ḃfaca aoinneaċ mé. D'innis mé ḋí mar ḃí idir mé féin agus an Fear Ruaḋ.

"Ó'se go deimhin," ar sí sin, "b'fearr liom ná raghtá a chuigint ann."

"Níl leigheas air anois," arsa mise. "Is dócha go raibh sé mar chros ós mo cheann agus go gcaithfidh mé gabháilt tríd."

D'imthigh mé liom an oidhche adubhradh liom agus bhíos im' sheasamh ag an gcrosaire rómpa. Tháinig oiread díobh agus chlúdóchadh ceud acra agus an Fear Ruadh na ndiaidh aniar.

"Árd-fhear is eadh tú, a Mhicil," arsa an Fear Ruadh. "Bhí fhios agam go mbeidhteá chomh maith led' fhocal agus ná teipfeá orainn. Táimid chun beith ag imtheacht i gceann tamaillín. Seo duit hata, agus nuair deurfaimid-ne, 'Éirigh a hata,' abair-se, 'Éirigh a hata,' agus an buaidh ceudna beidh againne beidh sé agat-sa."

Ba ghairid gur airigh mé an liúigh, "Éirigh a hata."

"Éirigh a hata," arsa mise chomh maith le các.

In áirde leó 'sa spéir uachtarach go dtí na réiltíní, agus in áirde liom-sa 'na bhfochair. Bhí sé de chomhacht aca san imtheacht trí na réiltíní, acht buailinn mo cheann 'na gcoinne. Agus nuair rángamar Lonndain bhí mo cheann chomh mór le leath-bhairrle ó bheith ag bualadh i gcoinne na réiltíní. Isteach i stór óil chuadar agus chuas-sa isteach 'na bhfochair.

"Tabhair-se aireachas duit féin, a Mhicil," arsa an Fear Ruadh, "agus nuair adeuraimid-ne i ndeireadh na h-oidhche, 'Éirigh a hata,' abair-se, 'Éirigh a hata.'" I dtaobh sinn beith ag fagháilt an óil gan dada, do righne mé féin craos de agus nuair bhíodar ag imtheacht ar maidin roimhe glaodhach an choiligh, bhí Micil sínte idir dhá bhairrle agus ní feadar sé dada mar gheall ar an sluagh ná an hata. D'fhan mé sínte go dtí go dtáinig fear an stóir. Nuair tháinig sé isteach

rug sé ar ḃairrle. Fuair sé eudtrom é. Rug sé ar ḃairrle, agus ar ḃairrle eile, agus ḃí gaċ aon ḃairrle aca follaṁ. 'Sa deireaḋ cad do ġeoḃaḋ sé aċt mé féin caitte taoiḃ le bairrle. Rug sé isteaċ ar ċaḃail orm agus ċuir sé ar ḃonn mo ċos mé. Duḃairt sé mar an mé an diaḃal ná fuiġḃinn na bairrlí go léir d'follṁuġaḋ. Ṫug sé leis mé suas go dtí an oifig, agus d'innis sé dá ṁáiġistir 'dé an díoġḃáil ḃí deunta 'sa stór agus ná raiḃ glas briste ná rian tiġe ar an urlár, aċt mar sin féin go raiḃ na bairrlí follaṁ.

"Teaċtaire ó'n Ríġ, nó teaċtaire ó'n riaḃaċ is eaḋ é seo," ar sé sin, "agus, déin-se leis pé ar doṁan rud is maiṫ leat."

"Tugtar aireaċas maiṫ dó," arsa an máiġistir, "agus ċuir d'ḟiaċaiḃ air an ċúirt do ṡeasaṁ."

Ṫáinig lá na cúirte agus 'sé rud do ġearraiġ an ċúirt orm, aċt mé ċroċaḋ agus mé ḋóġaḋ an lá ceudna. Nuair ṫáinig an lá a raḃaḋ ċun mé ċroċaḋ, ḃí míle bearṫ aitinn agus fagóidí sceaċ in aon ċarn amáin aca in áirde ar ṁulla ċnocáin áird. Tugaḋ amaċ mise agus ḃí piléir ar gaċ láiṁ liom, beirt im ḋiaiḋ aniar agus triúr roṁam amaċ. D'imṫiġ mé leó go deas agus go cneasta mar ná raiḃ fios agam cá raiḃ mé ag dul. Ċuamar suas ar an gcnocán. Ḃí bórd annsan agus cairt ċapaill caitte siar ar a sáilíní. Duḃraḋ liom féin dul in áirde ar an mbórd. Ceangalaḋ mo dá láiṁ do leat-laiḋe (ḃóḋ) na cairte agus díreaċ nuair ḃíos ceangailte is eaḋ ċuiṁnig mé ar an hata.

"Le h-anam an do ṁarḃ," arsa mise leis an ḃfear do ċeangail mé, "scaoil mo láiṁ ḋeas, go mbainfiḋ mé fioġar na croise ḋíom féin fá do ḟágfaiḋ mé an saoġal so."

Scaoil. Ċuir mé mo láṁ isteaċ i bpóca m'oscla agus tarraing mé amaċ an hata.

"Éiriġ a hata," arsa mise.

D'éiriġ an ċairt, an bórd, na fagóidí agus an t-aiteann. Ṫáinig scannraḋ a gcroiḋe ar an dream ḃí ag feuċaint orm. Marḃaḋ a leaṫ díoḃ ag iarraiḋ teiċeaḋ. Ḃí mé féin cúig seaċtṁaine im' ṡéideaḋ roiṁe gaċ aon ġaoṫ, gur ṫuit mé ar Ċé Portláirge agus sin é an áit do scaoil na máirnéalaiġ gaċ ceangal do ḃí orm. Ṫáinig mé aḃaile go dtí m'aṫair agus mo ṁáṫair agus níor ċuaiḋ mé fé ḋéin beart aitinn riaṁ ó soin.

# Foclóirín.

Acra, má ḋéin sé aon a. duit .i. aon ṁaiṫ, aon tairḃe. An-acraċ .i. an-úsáideaċ.

Aċrann, troid, bruiḋean.

Aḋḃar a. culaiṫ, an t-eudaċ do ḋeunfaḋ culaiṫ.

Aibiġ, in iúil ar a ḃaint, nó a iṫe.

Aiṁḋeóin, id' a., i gcoinne do ṫoile.

Aireaċas, aire.

Airiġim, cloisim.

Aistriuġaḋ, seannseál, nó iompóḋ. Rud do ċur ó áit go h-áit.

Áiṫ-leasg, go riġin, leisceaṁail.

Allaḃog, uisce a., idir ḃeiṫ fuar is te.

Amuḋa, ar seaċrán.

Aoḋaireaċt, ag taḃairt aireaċais do ċaoiriġ, ba, ⁊c.

Árd-riam, ag imṫeaċt ar ċois in áirde, mar ḃeaḋ capall ag rioṫ ráis.

Aṫruġaḋ, a. inḋé, .i. an lá roiṁe an lá inḋé.

Baintreaḃaċ, duine a mbeaḋ a céile curṫa.

Banaltra, bean ḃíonn ag taḃairt aireaċais do ṗáistí.

Beárna, oscailt i gclaiḋe, nó i gcnoc.

Beartuiġim, ainmiġim, toġaim.

Béiceaḋ, gol, nó caoineaḋ.

Beirḃte, biaḋ i gcóir ċun iṫte tar éis é ṫógaint den teine.

Bileóg, saġas corráin ċun sceaċ do ḃaint.

Beiṫiḋeaċ, bó nó capall, ⁊c.

Biṫeaṁnaċ, gadaiḋe.

Blúire, písín beag.

Boḃtaí, uaireanta, anois is arís.

Bogán, uḃ a mbíonn plaosc bog air.

Brágaid, ṫar ḃ. .i. ṫar an tiġ, bóṫar, ⁊c.

Braiṫim, moṫuiġim.

Bréide, eudaċ garḃ trom olainne.

Breiṫeaṁ, fear ceannais cúirte.

Brollaċ, uċt, brágaid.

Brosna, cipíní le h-aġaiḋ teine do lasaḋ.

Broṫallaċ, lá b. .i. lá an-ṫe, an-ṁarḃ.

Brúiġ, b. fé, foiḋneaṁ leis.

Bruiġean, troid, aċrann.

Buaiḋte, atá b. agat, .i. atá an ċraoḃ agat.

Buile, ar b. .i. feargaċ.

Bun, b. scine, .i. sean-scian a mbeaḋ a lann beagnaċ caiṫte.

Caḃail, corp duine, nó beiṫiḋiġ.

Caḃair, congnaṁ.

Cairt, trucail.

Caoċaḋ, dallaḋ.

Caoin, béic, gol.

Carréiste, cearr nó cóiste breáġ.

Caṫuġaḋ, brón, aiṫreaċas.

Céaċta, cóir treiḃte, c. Gaeḋealaċ, sean-ċeann deunta de aḋmad, ḃíoḋ in úsáid fadó.

Ceaduġaḋ, c. Dé, le toil, nó cead Dé.

Ceárdca, tiġ in a mbíonn gaḃa ag obair.

Cianaiḃ, ó ċ., tamaillín ó ṡoin.

Cionn, de ċ., mar ġeall air.

Cleite, Droiḃín sciaṫáin éin ar a ḟásann clúṁ.

Clúdaiġim, foiliġim.

Ciapaiġṫe, cráiḋṫe.
Ciosa, imeall, ciúṁais.
Cnag, buail, scoilt.
Cnaiste, cliaṫán leabṫan.
cnáṁ, c. mo ċúil, .i. ar ḟleasc mo ḋroma.
Coinniġ, coimeád.
Coiréal, áit as a mbaintear cloċ.
Coṁgar, aiṫġeárr, nó giorr-uġaḋ bóṫair.
Compórdaṁail, go c., go seasgar sásta.
Crib, ráil nó boinn ḃíonn ar ċairt.
Croiḋléis, caiṫeaṁ aimsire.
Cromada, ar a ċ., cromaḋ síos ag obair.
Cruaċ, c. féir, coca mór féir.
Cora cip, duine suiḋte ar a ṡála.
Cuiginṫ, a ċ., .i. ar aon ċor.
Cuileann, crann le bileóga glasa deilgneaċ.
Curraċ, talaṁ fliuċ bog.
Cúrsaiḋe, gnó.

Dabaċ, soiṫeaċ ċun ruḋaí do níġ ann.
Daingean, ceangailte go doċt; dún.
Deaċaiḋ, go nd.=gur ċuaiḋ.
Deallraṁ, crot.
Ding, píosa iarainn, nó aḋmaid ċun rud do scolta, nó do ḋaingniúġaḋ.
Dóbair, d. dó tuitim, .i. is beag nár ṫuit sé.
Doiṫ, moċ ar maidin.
Doirt, uisce nó a leiṫéid á leigint amaċ as soiṫeaċ.
Draoiḋeaċt, an cuṁaċt iongantaċ ḃí ag na draoiḋṫe.
Dóiġṫe, loiscṫe.
Dúnainn, breacaḋ an lae.

Eaċtra, sceul mór; an-ċuid, ag tagairt do airgead, daoine, ⁊c.

Easnuiḋeaċa, cnáṁna ḃíonn ar ċliaṫán duine nó beiṫiḋeaċ.
Eiteaċas, diúltuġaḋ.
Eudóċas, uireasba misniġ.
Eudtrom, gan ḃeiṫ trom ná meáiḋṫe.

Fagóidí, brosna, nó beirtíní fraoiċ.
Faiġḃim, feudaim, geiḃim.
Fánaire, foṫ ḋuine.
Faoḃar, an taoḃ geur de scian, speal, rasúr, ⁊c.
Fásgaḋ, brúġaḋ.
Fiaḋaċ, seilg, ar ṫóir ruda ḃeaḋ ag imṫeaċt uait.
Fíoġar, coṁarṫa.

Gabáiste, cabáiste.
Gaḃáilt, "góilt," adeirtear ins na Déisiḃ.
Gaḃalóg, geag a mbeaḋ ḋá ġéig uirri ar ḋeunaṁ Y.
Gairḃeaċt, an-ġarḃ.
Galánta, beusa deasa uáisle; scoṫaṁail.
Geilt, duine as a ċiall.
Giorraċt, gairid.
Gleiṫearáin, gnóṫaċ.
Gnáṫaiḋe, is g., is miniciḋe.
Goid, rud do ġ. .i. é ṫógaint i gan ḟios, gan cead, gan cuireaḋ.
Gróití, cróití, arm deunta de iarann ċun cloċ do ḃaint.
Guṫ, glór, caint duine.

Iarta, falla an teinteáin leiṫ-is-ṫiar den teine.
Iomrascáil, cor; greim a ḃeireann beirt ar a ċéile feuċaint cia aca is treise.
Iomarca, níos mó ná dóiṫin duine.
Ionntuiġ, casaḋ, filleaḋ.
Ioṫla, maċa an ḟeirmeóra a mbíonn an foġṁar is an feur ann.
Ísleán, lag talṁan.

Laḋar, do ḃais nuair ḃíonn sí oscailte.
Lánaṁa, beirt ṗósta.
Lapadáil, ag imṫeaċt ar, nó ag cuardaċ led' láṁaiḃ.
Lagaċar, fanntas.
Leag, leagann siúicre nuair cuirtear in té é.
Leaṁnaċt, bainne nua-ċrúiḋte.
Leaṫta, scapaiḋte.
Leaṫ-laiḋe, an dá ḃata aḋmaid cairte a mbíonn an capall eatarra.
Leiceaċán, duine árd, lag, tanaiḋe.
Leite, min tíre, nó min-ḃuiḋe ḃeiriḋṫe.
Léiriġim, cuirim i gcóir.
Leoṁan, riġ na mbeiṫiḋeaċ.
Liúiġim, béicim, scréaċaim.
Lóistín, iostas na h-oiḋċe.
Luaḋalta, ceadaiġṫe.
Luaċra, broḃa móra glasa ḟásann i bpáirc ḟliuċ.
Luid, giob, pioc.
Luiḋeaċáin, tinneas a mbíonn duine sínte ar a leabaḋ aige.

Mairt, m. ḟeoil, feol na bó.
Maolċluasaċ, go húir-íseal.
Maranna, ar mo ṁ, ag mactnaṁ, ag cuiṁneaṁ.
Marḃ-ḟliuċ, ceoḃrán.
Marc, coṁarṫa.
Máirnéalaċ, fear fairrge.
Meaḃrán, aiteas, nó dallaḋ ar intinn duine.
Meuduġaḋ, ag dul i meud.
Meascán, rolla ime.
Meireaċ, muna mbeaḋ.
Mí-áḋṁaraċ, go h-aingceis, go dona.
Mill, lot, rud do ḋeunaṁ gan ṁaiṫ.
Muinirtle, an ċuid den ċulaiṫ a mbíonn láṁ duine istiġ ann.
Muirtís, poll adeintear in aḋmad.
Mulla, barr.

Neantóg, an luiḃ a loscaḋ duine dá mbeurfaḋ sé go cneasta uirri.
Néal, snuaḋ beag codalta.

Oir, do o. sé ḋom, .i. ḋein sé mo ġnó go maiṫ.

Piocóidí, arm ċun cloċ,, ⁊c. do ḃaint.
Pleiḋce, amadán.
Pléiḋte, corṫa, tnáite gan ḃríġ.
Piléir, an falla, nó bata, a mbíonn geata croċta air.
Pinniúir, falla ceann tiġe.
Póirse, áit ċaol ag dul suas in seomra.
Práinn, gáḋ.

Raḃarta, r. feirge .i. an-ḟearg.
Raillsiḋe, aiteas a rioṫann le duine.
Raṁan, arm ċun róṁair.
Reaṁar, go leór feola ar ḋuine, nó ar ḃeiṫiḋeaċ.
Reilig, úir ċoisreacaḋ in a ċuirtear daoine.
Rí-ráḋ, ceol a's foṫram a's trí-na-ċéile.
Ruaig, cad do r. ann é .i. cad do ṫug ann é. Cad é an gnó ḃí ann aige.

Sáiḋ, rud do ḃrúiġ roṁat.
Sáilíní, deireaḋ leaṫ-laiḋe na cairte.
Sáiriġṫe, pléiḋte, buailte amaċ.
Salaċ, gan ḃeiṫ glan.
Sáṁ, go seascar.
Saṁaltaiġ, rioṫ sé liom; ṡíl mé.
Saoṫar, s. air., as anál ó ḃeiṫ ag rioṫ, ⁊c.
Scaiṫeaṁ, tamall aimsire.
Scoṫán, tor.
Scréaċaiḋ, liúiriġ.
Scur, in am s. .i. in am stad.

Seardasaċ, molaḋ ná tuilltear a mbíonn an gearraḋ ag gabáilt leis.
Searraċ, capall óg fé bun bliaḋna.
Seisc, sort cúnlaiġ.
Seóirse, dorn féir.
Seurlóigiġ, sloinne .i. Sherlock.
Siaḃra, spiorad nó púca.
Síoṫċáin gan troid, gan aċrann.
Slinneán, an ġuala.
Slogaḋ, alpaḋ, suġaḋ.
Snaibín, blúire beag.
Snuaḋ, s. codalta, rud beag codlaḋ.
Spiarṫa, cloċa geura do ġearrfaḋ tú.
Spraiḋlíní, cáiṫníní dearga éiriġeann as teine nuair ċorruiġtear í.
Spruinne, bun s., sean-sprong a mbeaḋ na piaċa caiṫte innte.
Sruṫáinín, sruṫán beag uisce.
Stiall, píosa de aon rud.
Stolla, cuid ṁór gruaige.
Strapa, cloċa nó leaca socair ar ċlaiḋe sa tsliġe go bfuiġḃtá siuḃal ṫarais gan duaḋ.

Táḃairne, tiġ a mbíonn ól á ḋíol ann.
Táirseaċ, an bata ḃíonn fé ḋoras.
Taiṫniġeann, t. sé liom .i. is maiṫ liom é.
Taoḃ, taoi' liom, .i. im aice.
Tásc, sceul, cúnntas.
Teugarṫa, reaṁar, gan ḃeiṫ tanaiḋe.
Teagṁóċainn, ṫ. leis, ḃuailfinn leis.
Teastuiġeann, t. sé uaim, tá sé uaim.
Tiocfaiḋ, t. sé, fásfaiḋ sé.
Tórraṁ, faire sollaṁanta an ṁarḃáin roiṁe n-a ċur.
Treasc, sáḃ ; cóir ċun aḋmad do ġearraḋ.
Triopallaċ, cruinn, baileaċ.
Trian, an tríoṁaḋ cuid.
Tuaġ, cóir ċun aḋmad, ⁊c., do ġearraḋ.
Tuilleaḋ, beagán sa mbreis.
Tuinn, t. ar bogaḋ, .i. talaṁ bog fliuċ a raġṫá ad' ḃascaḋ ann.
Tuise, toṁas.
Turnae, fear dliġe.

Uaċtaraċ, an spéir u. .i. an spéir is sia suas.
Ualaċ, carn mór d'aon rud.
Uaṫḃásaċ, scannraḋaṁail.
Ullṁaiġim, cuirim i gcóir.

# Míniú

## Ar Ċainteanna ná fuil sa bfoclóirín.

Leaṫanaċ.

5. Is beag ċuirfiḋe ann ná tiocfaḋ, .i. d'ḟásfaḋ an ċuid is mó den ṁéid a ċuirfiḋe ann.

6. go h-aibig, .i. go geur.
Baineann sé le deallraṁ, is cosaṁail go bfuil.
A ḋearḃráṫair, a ċara, a ḋuine ṁuinteарḋa.
Ṁol sí ḋom, ṫug sí mar ċoṁairle ḋom.

7. Beiṫ leo, beiṫ ag caint leo.

8. Toġṫa, ṫar na beartaiḃ, neaṁ-ċoitċianta.

10. An mbeaḋ aon t-seans, an féidir.
Ġeoḃaḋ sé léi, beaḋ áṫas air.
Ṫaiṫiġeamar, is mó a ḃíoḋ againn.

11. Ag an mbean, ag an mnaoi.
"Bean" is mó a bíonn ins na Déisiḃ don tuiseal taḃarṫaċ.

12. Ċun go ndíreóċaḋ sé mé ar an áit, .i. go dtaisbeánfaḋ sé an tsliġe ḋom.

14. A ṡeanċas, beiṫ ag caint i n-a ṫaoḃ.

17. In do ċeann, ort.

20. Luiġeadar ċun a ċéile, ċuadar ag troid.
Tógaint aon ṁarc, aimsiú.

24. Ġaiḃ sé mar ġeasa air féin, .i. ċuir sé mar oibliogáid air féin.

25. A leiṫéid seo, deirtear é seo go minic i dtosaċ seanċais. 'Sé an ḃríoġ atá leis ná mar seo atá an sceul.

26. Do ṫógaint, aon rud a ḋeunfaḋ maiṫ ḋuit.

27. A leiṫéid seo lá, lá áiriġṫe.
Do ḋuiḃ a's do ṫeann ar, ċuir sin buaiḋirt ar.
Connus do ċuaiḋ dó, cad do ḃain do.
Ṫaḃarfaḋ fúiṫi, iarraċt ar díoġḃáil do ḋeunaḋ di.

28. Ag dul i bfad air, nuair do lean sí á iarraiḋ air.

29. A ġeall, an méid do b'ḟiú é.
Taḃarṫa, Caiṫṫe
Ġeoḃaimíd, ragaimid.

Leaṫanaċ.

31. Geoḃaiḋ mise greim ort, .i. tiocfaiḋ mé suas leat.

32. Fá do raġaiḋ mé, sul a raġaiḋ mé.

33. Riġne mé ḋ'iarraċt ar, ṫug mé m'aġaiḋ ar.
An dréimire do ċur díom suas, dul i n-áirde an dréimire.

34. Ag dul ċuige, ag dul fé.

35. "Gaḃa an ċeardċa ḋearg," aduḃairt an sceulaiḋe.

38. Dá dtógfaidís, dá leiġeasfaidís.
Breaċ a mbéal, pé rud a iarrfaidís.
Ar ċion a láṁa féin, ag obair dó féin.
Ag tarraingt leis, ag fáġailt ḃáis.

40. An ḃfeadar tú ḋom, .i. an féidir leat insint dom.
In oirṫear, an oiḋċe i n-a ḋiaiḋ san.
Aifreann do ċur leis, aifreann a ráḋ d'a anam.

41. Trucáil, go leor mion-rudaí.
É féin do ċruinniuġaḋ, teaċt ċuige féin.

43. Ag geuruġaḋ, ag imṫeaċt níos mire.

44. Dá ċoṁarṫa san, mar ḋeiṁniú air sin.
Smuilc, srón geanncaċ.

45. Ḋem leiṫéid, duine mar mise.

54. Spréḋín, gríosaċ teine.

55. Luiġ mé, ċuaiḋ mé.
Bíoḋ ag an tubán, bí deiṁniġṫeaċ de.

56. Craos, ocras mór.
Cuir as é, cuir i n-a ḋiaiġ é.

59. Cos ar ċois, ag siuḃal le n-a ċéile.
Fá do ruaig, sar a ċuiṁniġ sí ar.
Ba ḃeag an deifir nár ċuir sí, .i. dóbair go gcuirfeaḋ sí.

61. I rioċ, ar feaḋ.

66. Dar leo, mar ṡíleadar.
Níor leigeadar dada orra, ní aiṫneoċṫá go raiḃ aon iongantas orra.

67. Gearraḋ gad, caint ġeur.
Ag goid liom, ag eulóḋ.

# Géilín.

(Reading Tablet, 18" by 24"),

Deiċ gCeaċt ar Fiċe. Cló an-ṁór.

**2/6** - - - - a luaċ.

---

# Géilín.

Leabar beag ċun na leanḃaí do ṫabairt isteaċ ar léiġeaṁ na Gaeḋilge.

**2**d. - - - - a luaċ.

---

# Bréagán.

Do Ṗáirtiḋe Óga na h-Éireann.

**2½**d. - - - - - a luaċ.

---

# Féirín.

Do Leanḃaiḋe Óga na h-Éireann.

**4**d. - - - - a luaċ.

---

# Seanċas.

Do Ġaeḋil Óga na h-Éireann.

**8**d. - - - - a luaċ.

---

Le fáġáil ó
[illegible] an Educational Co. of Ireland,
i mBaile Áṫa Cliaṫ,
nó
ó ḟear le scríoḃaḋ,
Coláiste na Rinne,
Dúngarḃán.



